LCelt
B3925P

# Bruiḋean Ċaorṫainn:

Sgéal Fiannaiḋeaċta.

[Pearse, Patrick Henry]

Pádraic Mac Piarais

do ċuir i n-eagar.

522430
14. 5. 51

Clóḋanna, Tta.,
do ċuir amaċ do
Connraḋ
na Gaeḋilge
i mBaile Áṫa Cliaṫ.

Díoltóir Oifigeaṁail:
Máire
Ní Raġallaiġ
87 Sr. Uaċ. na Driseóige
Áṫ Cliaṫ

UNIVERSITY OF TO

# An Clár.

---

# Réaṁráḋ

'Sí seo an ċéad uair ag an sgéal clúṁail seo dá ċur fá eagar agus fá ċló i n-a iomlán. Dá ṁéid meas dá raiḃ ag Gaeḋealaiḃ air leis na ciantaiḃ, níor ġaḃ éinne le n-a ais é ċur os coṁair an ṗobail go dtí anois. Rinne an tOllaṁ Pádraic Seoiġe é ċur i mBéarla,* tá tuilleaḋ agus cúig bliaḋna fiċead ó ṡoin ann, agus 'sé an t-aistriuġaḋ so, ar n-a léiġeaḋ ḋom agus mé i mo sguraċ ag dul ar sgoil, a ġríosuiġ mise ċum spéis a ċur sa sgéal de'n ċéad uair. Is cuiṁneaċ liom mé 'ġá ráḋ liom féin an uair sin go mb'féidir le Dia go ngeallfaiḋe ḋom-sa "Bruiḋean Ċaorṫainn" a ċur amaċ i nGaeḋilg lá fada nó goirid: agus ṫáinig sé sa saoġal gur geallaḋ! "A buiḋe le Dia," mar adeireaḋ na sean-sgríḃneoirí.

## I. Na Láṁ-Sgríḃne.

Is beag sgéal is líonṁaire macsaṁail ins na láṁ-sgríḃniḃ 'ná é seo. Teist é sin ar an árd-ṁeas a ḃí ag ár n-aiṫreaċaiḃ air. Fuair D'Arbois De Iubainville trí ċóib fiċead de agus é ag cuarṫuġaḋ na leaḃarlann cúig bliaḋna fiċead ó ṡoin; ḃí dá ċóib eile ag an Seoiġeaċ cúpla bliaḋain roiṁe sin nár éiriġ le De Iubainville greim a ḟaġáil orṫa; agus tá trí ċóib i Leaḃarlainn na nAḋḃacóideaċ i nDún Éadain

*Old Celtic Romances, t. 177.

nárḃ' eol do De Iubainḃille iad a ḃeiṫ ann ar ċor ar biṫ. Sin oċt gcóiḃ fiċead ar a laiġead i leaḃarlannaiḃ puiblíḋe, gan tráċt ar a ḃfuil de ċóiḃeannaiḃ i láṁ-sgríḃniḃ atá i seilḃ daoine annso is annsúd ar fud na tíre.

Seo iad na láṁ-sgríḃne atá áirimṫe ag De Iubainḃille :—" 1702, R.I.A., 23 K 7 (H. & S. 67), p. 203-222 ; 1712, Brit. Mus., Eg. 132, f° 41 ; 1715, T.C.D., H. 2 6 3ᵉ partie ; 1726, Brit. Mus., Eg. 164, p. 339 ; 1733, R.I.A., 23 C. 30 (H. & S. 96), p. 1-34 ; 1758 (?) Brit. Mus., Eg., 211, f° 58, v° ; 1766, Brit. Mus., Eg., 140, p. 119 ; 1770, R.I.A., 23 I, 19 (H. & S. 135), p. 77-111 ; 1770, R.I.A., 23, C. 26 (H. & S. 140), p. 1-18 ; 1772, R.I.A., 23 C. 15 (Betham 80), p. 1 ; vers. 11 (léiġ 7) 72, R.I.A., 23, N 18 (Betham 35), incomplet ; 1777-1788, R.I.A., 23 L 39 (H. & S. 10), p. 1-26 ; 1789, R.I.A., 23 M 19 (H. & S. 183), p. 61-86 ; 1796, R.I.A., 23 G 21 (Betham 2), p. 109 ; 1800, R.I.A., 23 M 43 (H. & S. 26), p. 1-17 ; 1802 (?) R.I.A., 23 N 25 (Betham 73), p. 145 ; 1804, R.I.A., 23 C 36 (Betham 70), p. 153 ; 1806, R.I.A., 23 B 4 (H. & S.14), p. 14-81 ; 1816, R.I.A., 23 L 2 (H. & S. 184), p. 142-146 ; vers., 1820, Brit. Mus., additional, 18946, f° 165 ; 1824, R.I.A., 23 B 15 (Betham, 109), p. 58-104 ; 1824 Bibliothèque Nationale de Paris, fond celtique, No. 4, p. 1 ; xix° siècle (?), R.I.A., 23 A 10 (Miscel. p. 1-46)."

Cuireann De Iubainḃille an t-aguisín seo le n-a áireaṁ :—La plus ancienne mention que je connaisse de cette pièce remonte à la permière moité du xviiᵉ

siècle et nous fournie par Keating dans son histoire d'Irlande. Voir la traduction d'O'Connor, Dublin, 1723, Ire. partie, p. 133, et celle d'O'Mahony, New York, 1866, p. 144. Une notice sur les manuscrits se trouve dans l' ouvrage . . . de Joyce, préface, p. xiv. Cet auteur s'est servi de trois manuscrits seulement ; mais sur ce nombre deux nous ont échappé : 1° 1766, R.I.A., 23 L 24 ; 2° 1841, R.I.A., 24 B 15."

Tá, mar adubras, trí láṁ-sgríḃne i leaḃarlainn na nAḋḃacóideaċ i nDún Éadain a ḃfuil cóibeanna de'n sgéal ionnta. Tá cur síos orṫa so san Scottish Review, Meaḋon Fóġṁair, 1894, ó láiṁ W. A. Craigie. Léiġtear annsin :—" Bruighean Chaorthainn, the Rowan-tree Palace, the full text of which does not seem to have yet found its way into print, but is common enough in MSS. In those of the Advocates' Library there are three versions of the story. One is the MS. No. xxxiv., written at Dunstaffnage by Ewen Mac Phail in 1603,* which is one of the oldest copies of the tale extant. From a transcript of this MS. made in 1804 by the Rev. Donald Mac Intosh, about half of the tale

*Tá an méid seo ag Craigie fá ḃun an leaṫanaiġ: " . . . The entries of the scribes are exceedingly interesting, and deserve to be quoted. . . " One "is a letter to John O'Connor, for whom the MS. seems to have been written, and is half in Gaelic and half in Scotch:—'Beannacht friot, beannacht chugad, Eoin Ui Chonchubhair, agus biodh a fhios agad nach ar sgríobh mé ach beag don leabhar fós, agus gur e is adhbhar dosin nach roibhe agam caibidil do bhi uaim isin leabhar, oir is olc liom a bheith uaim. Na mair but sua committis committis yow to God from Duntaffiniche the xxii day of October, the yeir of God, 1603 veires. EOUIN MAC PHAILL.' "

is printed in the *Leabhar na Feinne* (pp. 86-88), but in a form which is very inaccurate, and often absolutely unintelligible. This is the more to be regretted as the tale is by far the cleverest of the three ['Bruidhean Chéise Chorainn,' 'Bruidhean Eochaidh Bhig Dheirg,' agus 'Bruidhean Chaorthainn'], and well deserves to be properly edited. Another copy is in MS. No. xxxviii., and the third is No. lviii ; both of these present a different text, with a great superfluity of description—a tendency which is often found carried to excess in these tales. From its nature, the tale was certain to be popular with reciters, and a version of it taken down in 1859 may be found in Campbell's *West Highland Tales* (vol. 2, p. 192), who rightly identifies it with the Bruighean Chaorthainn. An incidental reference to it in Lachlan Mackinnon's poem of the *Biodag ìhubaisteach* shows that the tale was generally known in his time."

Go dtí Alt 22 dár n-innsinn-ne atá i gcló ag Mac Ui Chailín i "Leabar na Féinne," acht, mar adeir Craigie, tá an chanamhain chomh truaillighthe sin aige gur beag is fiú a theistiughadh. "Maghach Colgar" (.i. Míodhach Mac Colgáin) an teideal atá ar an sgéal atá fá chló i "Sgeulachdan Gaidhealach (Tales of the West Highlands)": ní mór í a chosmhaileacht le n-ár sgéal-ne, acht níl amhreas nach iad cnámha an sgéil chéadna atá ann. Ó bhéal-aithris shean-iasgaire darbh' ainm Alastar Mac Néill a sgríobh Mac Ui Chailín an sgéal so, i n-oileán Barra dhó, sa mbliadhain 1859.

Sa mbliadhain 1901 rinne mise cuid mhaith de "Bruidh-Chaorthainn" a ath-sgríobhadh ó'n lámh-sgríbhinn 23 K 7

san Acadaiṁ. Stadas de'n obair seo ar n-a ċlos dom go raiḃ mo ċara, Pádraig Ó Briain, ag braiṫ ar an sgéal a ċur i gcló ó ċúpla láṁ-sgríḃinn a ḃí aige féin. Níor lean Pádraig dá láiṁ, áṁ ; agus b'é deireaḋ an sgéil go dtug sé dom-sa a raiḃ de láṁ-sgríḃniḃ agus eile aige agus go dtug lán-ċead dom bualaḋ ar m'aġaiḋ agus an " Bruiḋean " a ċur i gcló. Táim an-ḃuiḋeaċ ḋe as uċt a ċartannais liom agus as uċt a dtug sé ḋom de ċong-naṁ agus mé i mbun na hoibre.

Ní leanann an teistiṁin seo atá fá ċló againn d'aon láṁ-sgríḃinn áiriṫe. 'Siad so na láṁ-sgríḃne a ḃí os mo ċoṁair 'gá socruġaḋ dom :—

(A.) An láṁ-sgríḃinn 23 K 7, R.I.A. (1702—1745).
(B.) An láṁ-sgríḃinn 23 C 30, R.I.A. (1733).
(C.) Láṁsgríḃinn de ċuid Ṗádraig Uí Ċearmada, (1840-4).*

I dtaoḃ (A), 'sé Doṁnall Mac Donnċaḋa sgrioḃ a furṁór " ar Ḋroiċead na Ruaċtaiḋe i gCo. Ċiarraiḋe," mar adeir sé féin, i gcaiṫeaṁ na mbliaḋan 1700-2. Ní dóiġ liom gurab é Doṁnall a sgrioḃ an sgéal áiriṫe seo, áṁ, ná an sgéal roiṁe (" Feis Tiġe Ċonáin Ċinn tSléiḃe "). Aon láṁ-sgríḃneoireaċt aṁáin atá san dá sgéal so, agus ní hionann í agus an sgríḃ-neoireaċt atá sa gcuid eile de'n leaḃar .i. sgríḃ-neoireaċt Ḋoṁnaill. I ndeireaḋ " Feis Tiġe Ċonáin "

*As (B) agus as cóib a rinne Taḋg Ó Donnċaḋa de (C) a ṫarraing Pádraig Ó Briain an sgéal.

léiġtear na focla so: "FINIS. Ar na sgríoḃaḋ le Dómnall Ó Maṫúna an tríṁuġaḋ lá fiċċiod do'n Márta annsa bliaġain daois an tiġearna 1744-5." Measaim, dá réir, gurab é Domnall Ó Maṫġaṁna a sgríoḃ an cóib seo de "Bruiḋean Ċaorṫainn," timċeall na bliaḋna 1744-5, agus go raiḃ D'Arbois De Jubainville ag dul amuġa nuair adubairt sé gur sa mbliaḋain 1702 sgríoḃaḋ í.

Aindrias Mac Cuirtín a sgríoḃ (B) i gCo. an Ċláir sa mbliaḋain 1733. 'Sí seo an tríoṁaḋ lám-sgríḃinn a ḃí ag an Seoiġeaċ ag cur an sgéil i mBéarla dó. Ní beag le ráḋ saoṫar Aindriais Ṁic Cuirtín le n-a linn. File maiṫ agus ríġ-sgoláire a b'eaḋ é. Ḃí sé ar na filiḃ ba déiḋeannaiġe i gCúige Muṁan a ċleaċt an Deiḃiḋe.

Maidir le (C), lám-sgríḃinn í seo a sgríoḃ Míċeál Brún i Lios Mór na nDéise i gcaiṫeaṁ na mbliaḋan 1840-4. Seo mar tá curṫa síos aige i ndeireaḋ ár sgéil-ne: "FINIT. Ar na sgríoḃaḋ re Míċeal Brunn Lismor 1844 an ttarna mí." Ba leis an Aṫair P. Ó Slatarra, Sagart Pobail Ḃaile Ḋuiḃ, an leaḃar so lá de'n tsaoġal: tá a ainm sgriobṫa aige ar an gcéad leaṫanaċ maille leis na foclaiḃ seo: "Ballyduff, July, 15/70." Is lem' ċaraid, Pádraig Ó Carmada anois é, agus táim fá ċomaoin móir ag Pádraig i ngeall ar tamall de a ṫaḃairt dom. Is dóċa gur do (C) is dlúiṫe a leanas ár dteistiṁin agus gur mó an ċaḃair dom (B) 'ná (A) 'gá ceartuġaḋ agus 'gá beaċtuġaḋ dom.

## an sgéal.

Ní luaiḋtear " Bruiḋean Ċaortainn " ins na sean-leaḃraiḃ, go bfios dom-sa. Ní ḟágann sin naċ sgéal ársa atá ann. Muna mbeaḋ go raiḃ cáil ṁór air le fada d'aimsir ní ḃeiṫí dá aṫ-sgríoḃaḋ i nGaeḋealtaċt na hAlban sa mbliaḋain 1603. Mar adeir De Iubainville, tagrann an Céitinneaċ dó i " bForas Feasa ar Éirinn." Seo iad a ḃriaṫra, de réir mar ḃaineas as an láṁ-sgríḃinn atá i Leaḃarlainn na mBráṫar i mBaile Áṫa Cliaṫ iad :— " . . . Dá n-abróċaḋ éinne naċ n-ċreidte mórán dár sgríoḃaḋ ar an bFéinn, is deiṁin gurab fíor dó é, óir ní raiḃ ríoġaċt san biṫ is naċ sgríoḃtaoi re linn na págánaċta sgéal dá ngoirṫí *Fabula*. Féaċ ' Ridire na Gréine ' *Bevis of Hampton*, *Huon of Burdex*, agus a ṡaṁail eile sin do sgríoḃaḋ re linn an ċreidiṁ féin. Giḋeaḋ, ní ḟuil críoċ san biṫ is nár sgríoḃaḋ staire fírinneaċa inċreidte. Mar an gcéadna, tar ċeann gur sgríoḃaḋ iomad d'ḟinnsgéaltaiḃ filiḋeaċta ar Ḟionn agus ar an bFéinn, mar atá ' Caṫ Finn-Trága,' ' Bruiḋean Ċaortainn,' agus ' Imṫeaċta an Giolla Deacair,' agus a ṡaṁail sin de ċaiṫeaṁ aimsire, ṫairis sin is dearḃ gur sgríoḃaḋ staire n-ċreidte fírinneaċa orta."

B'ḟéidir sin a ḃeiṫ aṁlaiḋ. Aċt cibé sin de, is cinnte go bfuil an " finnsgéal filiḋeaċta " so ar na sgéaltaiḃ is áille dár cumaḋ i nÉirinn le linn na Gaeḋilge a ḃeiṫ i n-uaċtar. Níl aon aiṁreas naċ é " Bruiḋean Ċaortainn " an sgéal is fearr de na sgéaltaiḃ Fiannaiḋeaċta fré ċéile, má ḟágtar an ríġ-sgéal

úd, "Tóraiḋeaċt Ḋiarmada agus Ġráinne," as an gcomaireaṁ. Tá cosṁaileaċt áiriṫe idir é agus laoiṫe nó sgéalta eile a ċuireas síos ar ḃruiḋeantaiḃ nó ar uaċaisiḃ draoiḋeaċta, mar atá "Bruiḋean Ċeise Ċorainn," "Seilg Ṡleiḃe Fuaid," agus "Seilg Ṡléiḃe gCuilinn;" aċt ní i ngeall ar an sgéal féin, aċt i ngeall ar a léiriġtear ann d'uaisleaċt méin agus aignid, d'fíor-laoċas, d'fíor-ċarṫannaċt, agus de ḋlúṫ-ṁuinntearḋas i measg carad, is fiú "Bruiḋean Ċaorṫainn" a áireaṁ ar príoṁ-sgéaltaiḃ na hÉireann. Baḋ ḋeacair na hailt úd ó Alt 21 go dtí Alt 26 a ṡáruġaḋ ar áilneaċt smaointe ná ar ḃinneas focal agus litriḋeaċt na hEorpa a ċuartuġaḋ.

Níor ṁór dom mo ḃuiḋeaċas a ġaḃáil le Pádraig Ó Briain agus le Pádraig Ó Cearmada ar na hádḃaraiḃ atá luaiḋte ċeana agam; le hOsborn Ó hAiṁirgin mar ġeall ar mé a ċur ar an eolas uair nó ḋó; agus le Seosaṁ Laoide, ní hé aṁáin as uċt froṁṫa an leaḃair seo a léiġeaḋ agus a ċeartuġaḋ dom, aċt as uċt a ḃfuaireas de ṫeagasg agus de ṫreoruġaḋ agus de ḋeaġ-ċoṁairle uaiḋ le dá ḃliaḋain déag anuas.

PÁDRAIC MAC PIARAIS.

Márta, 1908.

# Bruiḋean Ċaorṫainn

I. Árd-rí uasal oirḋearc do ġaḃ flaiṫeas agus forlámas ar ċeiṫre treaḃaiḃ Loċlann, dar ba ċoṁ-ainm Colgán Cruaiḋ-Armaċ, mac Daṫċaoin Tréin. Do comóraḋ aonaċ agus árd-oireaċtas leis an ríġ sin aon de laeṫiḃ ar ḟaiṫċe a ḋúna agus a ḋeaġ-ḃaile féin, i gcaṫraiġ na Beirḃe Loċlannaiġe, go dtángadar maiṫe agus mór-uaisle Loċlann i n-a ċoinne agus i n-a ċoṁ-ḋáil ann ; agus ar mbeiṫ i n-ionad aon buiḋne ḋóiḃ do laḃair an rí de ġuṫ árd-ṁór ṡolus-ġlan, agus is é aduḃairt :—

"A árd-ṁaiṫe Loċlann, ó ṫárla d'aon láṫair siḃ, innsiḋ ḋam an aiṫniḋ daoiḃ loċt ná aineaṁ orm féin mar ríġ agus mar ró-ṫiġearna."

Aduḃradar an sluaġ uile d'aiṫeasg aon ḟir naċar ḃ' ḟeasaċ ḋóiḃ féin loċt ar biṫ air.

"Ní haṁlaiḋ sin daṁ-sa," ar Rí Loċlann : "is aiṫniḋ ḋam loċt mór orm."

"Créad é sin, a árd-rí ?" ar siad-san.

“ Atá,” ar sé, “ Rí na nOileán ḃeiṫ dá ġairm díom agus gan na hoileáin uile agam.”

“ Cia an ċuid atá uait, nó naċ ḃfuil agat díoḃ, a árd-rí ? ” ar siad.

“ Éire iaṫ-ġlas oileánaċ do ḃí ag mo ṡeanaiḃ agus ag mo ṡinnsearaiḃ roṁam,” ar sé ; “ agus fuaradar mórán uilc ag á cosnaṁ ar a n-eascáirdiḃ ; óir is ag troid ar son na hÉireann do ṫuit Balor Béimneaċ le Luġaiḋ Lám-Ḟada, agus sluaġ do-áirṁiġṫe. I gcionn bliaḋna i n-a ḋiaiḋ sin tug Breas, mac Baloir, caṫ do Ṫuaṫaiḃ Dé Danann ar Ṁaiġ Tuireaḋ, agus is ann do ṫuit Breas féin, Iarann agus Slánaċ, dá ingin Ḃaloir uí Néid, agus a ḃainċéile, Ceiṫleann Ċraos-Ḟiaclaċ. Atá a feart i nDún Ċeiṫleann, ar ṫaoiḃ ṫuaiḋ de Ṁaiġ Tuireaḋ.”

“ Créad do b'áil leat a ḋéanaṁ, a árd-rí ? ar siad.

“ Baḋ ṁaiṫ liom,” ar sé, “ dul go hÉirinn dá hargain agus dá cur fá smaċt agus fá ċíos agus ċáin dam féin agus do ċloinn mo ċloinne go foirċeann an ḃeaṫa ; do ġlacaḋ mo ċíosa agus mo ċána agus m'eineaċlainne uaiṫi ar ais nó ar éigean ; agus d'ḟaġáil braiġead agus giall re coṁall dam go huṁal as sin amaċ.”

Adubairt maiṫe Loċlann go rabadar féin sásta go leor leis an gcoṁairle fuaradar, agus gur doiliġ leo a ḟaid go dtugadar an turas soin.

2. Is annsoin do ċuir Rí Loċlann gairm agus coṁ-ċruinniuġaḋ ar ṡluaiġtiḃ agus ar ṡoċraidiḃ Loċlann uile ; go rabadar seaċt ruaḋ-ċaṫa ró-ṁóra ar faiṫċe

na Beirḃe. Do ṫugadar sruṫ-léim ṡanntaċ ṡiuḃail san ḃfairrge ḃfíor-ḋoiṁin ḃfliuċ-ṫonnaiġ le n-a longaiḃ deaġ-ċumṫa béal-leaṫana agus le n-a gcuraċánaiḃ daingeana deaġ-ċuṁduiġṫe do-ḃriste sár-luaṫa. Do ṡíneadar na sár-ḃréide saiḋḃre solusṁara leis na seol-ċrannaiḃ ríṫ-riġne sleaṁna cruaḋa, agus do ġaḃadar le seolaḋ na gaoiṫe gárṫaiġe glan-ḟuaire ar ċrioslaċ na mara móire guirme, gur éiriġ an sub-ḟairrge i n-a gleanntaiḃ luaimneaċa liaṫ-ġlasa mear-ṫuargantaċa mí-ċéilliḋe; ionnus naċar fágaḋ fallaing gan fásgaḋ, ná tairnge gan tarraing, ná breac-long gan briseaḋ muna dteagṁóċaḋ luċt a ḃfreastail agus a ḃfortaċta i n-a ḃfoċair. Aċt níor ċian dóiḃ aṁlaiḋ sin gur traoċaḋ gaċ neart an-ċumasaċ dá raiḃ ins na tonnaiḃ tréan-ġarḃa, agus go raiḃ an ṁuir i n-a clár coṫrom coṁ-réiḋ, agus do ṫángadar go tinn-easnaċ i dtír, agus ṫugadar aiṫne gurab i gCúigeaḋ oll-ḃlaḋaċ Ulaḋ do ġaḃadar cuan agus calaḋ-port.

3. Tigid i dtír, agus do ṫionnsgnadar ag ionnarbaḋ agus ag creaċaḋ na tíre rómpa ó ḋeas, nó go rángadar, trá, sgéala na n-olc soin go Teaṁraiġ. Is é ba rí ar Éirinn an tráṫ soin, eaḋón, Cormac mac Airt ṁic Ċuinn Ċéad-Ċaṫaiġ, agus ċuir sé teaċtaire go hAlṁain Laiġean, mar a raiḃ Fionn mac Cuṁaill agus Fianna glan-áilne Gaeḋeal, dá fógraḋ ḋó an ríoġaċt do ċosnaṁ, agus na hallṁuraiġ do ċosg de'n ḃfeiḋm ḃí fúta. D'ḟreagair Fionn mac Cuṁaill an fúagraḋ soin, agus ċuir sé tionól agus tiomsuġaḋ ar ṡeaċt gcaṫaiḃ na Gnáṫ-Ḟéinne, agus ṫángadar as gaċ áird i n-a

raḃadar go hobann aontuiġṫe ċum na toġarma soin, i n-a mbuiḋniḃ troma taiḋḃseaċa, agus i n-a gcipiḃ dlúṫa do-sgaoilte, d'anacal a dtriaṫ agus a dtiġearnaí ar armaiḃ a mbiṫ-náṁad. Iar roċtain do láṫair an Ríġ-Ḟéinniḋ, .i. Fionn mac Cuṁaill, dóiḃ, fearas Fionn fíor-ċaoin fáilte rómpa uile, agus innseas dóiḃ go raiḃ Rí Loċlann ag creaċ-losgaḋ na hÉireann. "Agus do ċuir," ar sé, "Cormac mac Airt teaċta ċugam-sa, dá ḟaisnéis dam go dtángadar allṁuraiġ go hÉirinn agus dá ráḋ linn caṫ do taḃairt dóiḃ."

4. A haiṫle na hiomagallṁa soin do ġaḃadar a dtreallṁa troda agus teagṁála umpa, agus do ċuadar i n-a n-ionadaiḃ caṫa agus coṁainn, go rángadar féin agus na Loċlannaiġ i n-aon áit. Is annsoin do roċtadar i gcoinne agus i gcoṁdáil a ċéile go fíoċṁar fíor-niṁneaċ agus go léidmeaċ luaṫ-ġoineaċ, gur ċaiṫeadar fras dá n-armaiḃ faġarṫa le aroile, go ndeaċadar i muiniġin a gclaiḋeaṁ gclais-leaṫan, go dtugadar glún le gliaḋ agus troiġ le taca agus aġaiḋ le hiomġoin, gan fios tláis ná tarcuisne ar ċeaċtar díoḃ, gur tuit deiċ míle eatorṫa an lá soin.

5. Ó do ċonnairc Fianna Éireann an díṫ-láiṫriuġaḋ ṫugadar na hallṁuraiġ orṫa, gaḃas confaḋ caṫa iad, eaḋón, mire i n-a míleaḋaiḃ, fíoċ i n-a bflaṫaiḃ, agus neart i n-a n-ógaiḃ; agus rinneadar troid ċróḋa ċalma leis na Loċlannaċaiḃ, ionnus gur cosgraḋ sluaiġte móra ar gaċ leiṫ. Dála Osgair ṁic Oisín, ar bfeicsin na Féinne i mbaoġal, agus meirge an Ríoġ Loċlannaiġ i n-a ṡeasaṁ, do líon rabarta feirge an

laoċ soin. D'ionnsuiġ sé go hArraċtaċ an áit i n-a raiḃ Rí Loċlann, agus do noċt a lann go héasgaiḋ, agus do ġaḃ de ḃéimeannaiḃ garḃa i n-a náṁaid. D'éiriġ mire meanman agus aoirde aigniḋ do Ríġ Loċlann, agus do ḃrostuiġ i gcoṁḋáil Osgair. Do tugadar coṁrac dásaċtaċ dá ċéile, nó gur tolladar na caṫḃairr cruaiḋ-riġne ḃí ar a gceannaiḃ, agus ba ċneas-ġearrṫa trom-osnaḋaċ ḃí na tréan-ḟir úd ó'n treas-ġleo soin. Aċt fá ḋeireaḋ do ḋíċeannaḋ Rí Loċlann i ḃfoirċeann an ċoṁlainn, agus do ṁaoiḋ Fianna Éireann an cat ar na Loċlannaċaiḃ.

6. Do briseaḋ ar na hallṁuraċaiḃ iar dtuitim dá dtriaṫ. Do ċuadar clann ṁac Ríoġ Loċlann do ċaṫuġaḋ an ċaṫa iar marḃaḋ a n-aṫar, aċt ní sáruiġtear an sean-ḟocal leo, óir "ní gnáṫ caṫuġaḋ iar ndíṫ tiġearna." Gaḃas an mac ba ṡine ḃí ag Ríġ Loċlann earraiḋe agus iorġail a aṫar uime, agus do ċuaiḋ sé féin agus a ḃeirt dearḃráṫar i ḃfíor-tosaċ an ċaṫa ag coṁrac Ḟinn agus na Féinne. D'ionnsuiġeadar na deaġ-ċuraiḋ sin a ċéile go fearaṁail foirtil, ionnus gur marḃaḋ an dias ṁac ba ṡine ḃí ag Ríġ Loċlann, go naċ ndeaċaiḋ eaċlaċ 'n-a ḃeaṫaiḋ as díoḃ aċt mac óg Ríoġ Loċlann, eaḋón, Miodaċ mac Colgáin.

7. D'aimic Fionn Miodaċ mac Colgáin, agus do ċongḃuiġ ar a ċoimirce agus ar a ċosnaṁ féin é i n-a teaġlaċ nó go raiḃ sé inġníoṁa, agus tug coróin a aṫar dó, agus do ġairm Rí Loċlann de. Iar soin aduḃairt Miodaċ: "A Ḟinn, ó leigis dam maireaċtain, agus gur tuilleas bás d'ḟagáil uait, déanfad aiṁsaine agus

óglaċas duit, agus fanfad id' ḟarraḋ go bráṫ. Béarad cíos Loċlann ċugat go hÉirinn, dá ḋáil d'ollaṁnaiḃ agus d'éigsiḃ mar aon leat-sa ;" agus leis sin ṫug a láṁ i láiṁ Ḟinn ṁic Ċuṁaill, go ndearnadar caradas agus muinntearḋas le ċéile. Dála Ḟinn agus na Féinne, d'asgnadar ar a mbuaiḋ ċosgarṫa agus a gcoiṁ-ṁaoiḋte go hAlṁain Laiġean, gur leiġeasaḋ a luċt oṫrais agus lán-ċréaċt aca. Iomṫúsa Ṁíoḋaiġ ṁic Ċolgáin, d'ḟan sé i bḟoċair na bḞiann, agus drong dá ṁuinntir ag freastal air, seal fada agus aimsir imċian i gcuideaċtain Ḟinn.

8. Aon de laeṫiḃ dá raiḃ Fionn ag tráċt le cuid d'Ḟiannaiḃ Éireann i ndíograis coṁráiḋ, adubairt Goll mac Mórne : "A Ḟinn," ar sé, "dar liom féin, is mór an ġuasaċt duit mac Ríoġ Loċlann do ḃeiṫ id' ċuideaċtain de ġnáṫ,—iar marḃaḋ a aṫar agus a ḋéise dearḃráṫar, a ġaḃáil féin agus a lán-ḟuasglaḋ do ṫaḃairt dó ; agus gur órduiġ an t-eagnaiḋe gan iontaoiḃ do ṫaḃairt le fear feille."

"Is fíor do ṁac Mórne gaċ a ndubairt sé," ar Oisín mac Ḟinn ; "agus ó naċ áil le Míoḋaċ sgaraḋ leat, tugtar forba agus fearann dó féin, agus a ráḋ leis treaḃlaċt agus tiġeas do ḋéanaṁ ann, go naċ mbeaḋ id' ċaidreaṁ níos fuide."

"Is maiṫ an coṁairle í sin," ar Fionn, agus ar các go coiṁ-ċoitċeann, "agus déantar aṁlaiḋ."

Do goireaḋ ar Ṁíoḋaċ mac Colgáin, agus ṫáinig sé do láṫair Ḟinn. Adubairt Fionn leis gur ṁiṫid dó sgur dá ċuideaċtain agus dul ċum tiġis agus maiṫeasa do

ḋéanaṁ ḋó féin : "óir do-ḃéaraḋ-sa ḋuit," ar sé, "dá ṫriúċa céad ded' roġa ċúiġiḋ i nÉirinn le a n-áitiuġaḋ."

"Is maiṫ liom-sa soin," ar Míoḋaċ, agus do ġaḃ buiḋeaċas le Fionn.

9. Do b'iad so an dá ṫriúċa céad do ṫoġ Míoḋaċ, eaḋón, triúċa céad Caonraiġe atá cois na Sionainne, agus triúċa céad na nOileán, ós a ċoṁair ar an taoiḃ ṫuaiḋ de'n tSionainn. Do b'é áḋḃar fá n-a ndearna sé roġa de'n dá ṫriúċa céad soin, ionnus go leigfeaḋ Fionn dó faire agus forċoimeád do ḋéanaṁ ar an gcuan ḃí taoḃ leis ; agus de ḃriġ go raiḃ sé ar ċuantaiḃ clutṁara na hÉireann. Is ar Ḟionn do ḃí coimeád cuan agus calaḋ-ṗort na hÉireann, agus is ar na cuantaiḃ i dtaoiḃ ṫuaiḋ na hÉireann, is mó ḃí a aireaċas. Fáṫ eile fós do ḃí aige, eaḋón, i ndóċas go ḃféadfaḋ sé laoċraḋ Loċlann agus allṁuraiġ iomḋa i n-éinfeaċt leo do ṫaḃairt ar na cuantaiḃ de'n dtaoiḃ ṫiar d'Éirinn an tráṫ do ġeoḃaḋ sé uain ar ḟeall agus ar ḟionġail do ḋéanaṁ ar Ḟionn agus ar Ḟiannaiḃ Éireann.

10. Do ċuaiḋ Míoḋaċ mac Colgáin i gceannus an dá ṫriúċa céad réaṁráiḋte, agus ar feaḋ tréiṁse faḋa do líon toice agus trom-ċonaċ é, go naċ raiḃ bruġaiḋ ná biaḋtaċ i nÉirinn i gcoṁ-aimsir an ḟir sin ba ṡaiḋḃre ioná é. Do ḃí sé cúig bliaḋna déag i dtiġearnas, agus ní ṫug biaḋ ná deoċ do ġiolla ná do ġaisgiḋeaċ d'Ḟiannaiḃ Éireann i riṫ na haimsire sin, agus ní mó ṫug cuireaḋ ná fleaḋaċas d'Ḟionn féin, aċt ag

maċtnaṁ cionnus d'aġróċaḋ sé díoġaltas mar ġeall ar ṁarḃaḋ a aṫar agus a ḃeirt dearḃráṫar ; gur ċuir sé teaċtaire go críoċaiḃ Loċlann le tuairisg, agus d'iarr an ṡluaġ teaċt go hÉirinn ċum caḃarta leis. Níor ḃ' ḟada go dtáinig buiḋean líonṁar ag triall air, agus do ġaḃadar cuan agus calaḋ gan ḟios d'ḟearaiḃ Éireann. Ba áṫasaċ ḃí Míoḋaċ de ḃríġ go ḃfuair sé an congnaṁ soin.

11. Feaċt n-aon i n-a ḋiaiḋ sin do comóraḋ sealg agus fiaḋaċ agus fian-ċosgar le Fionn agus le Fiannaiḃ Éireann, fá triúċa céad ḃfear Monc, ris a ráiḋtear Críoċ Ċonaill Gaḃra an tan so. Sgaoileas Fionn an tsealg uaiḋ fá ġleanntaiḃ doiṁne do-eolasa, agus fá ċoilltiḃ duilleaċa dos-ṁóra, agus fá ċríoċaiḃ corraċa ceann-ġarḃa, agus fá ṁaġaiḃ réiḋe ró-fairsinge i n-a ur-timċeall, ionnus gur ċuireadar na gaḋair glóraċa gut-finne sionnaig as toraiḃ, agus míolaċ mong-ruaḋa as fásaċaiḃ, agus bruic as pollaiḃ, nó gur marḃaḋ go leor díoḃ. Do ṡuiḋ Fionn an lá soin i n-a ḋuṁa seilge, ag éisteaċt le nuaill na ḃfear ḃfiaḋaiġ, agus le siusán na seilge, agus le gotaiḃ na ngaḋar, agus le greasaċt na ngiollaí, agus le gáir na mbuiḋean ; agus is é áit i n-ar oirisiġ an Ríġ-Ḟéinniḋ, an Tulaiġ an Ḟoirġleanna, ris a ráiḋtear Cnoc Firinne Ó gConaill an tan so, agus drong d'Ḟiannaiḃ Éireann maille ris.

12. Níor ċian dóiḃ ann go ḃfacadar an t-aon ridire óg innillte mear-ċalma dá n-ionnsaiḋe. Do ḃí treal-laṁ caṫa agus cótán sróill deirg ṡuaiṫniḋ uime, maille

re lúireaċ lán-áluinn Loċlannaċ ; agus cinnbeart ar a raiḃ cloċa buaḋa um a ċeann ; agus sgiaṫ ṡnasta deaġ-ṁaiseaċ ar a ġualainn ; agus sleaġ sgiaṁaċ sgáṫ-ġléigeal i n-a láiṁ deis deaġ-ṫapaiḋ. Ṫáiniġ an gruagaċ groiḋe gníoṁ-éaċtaċ soin do láṫair agus beannuiġeas do'n Ríġ-Ḟéinniḋ. D'ḟreagair Fionn an beannaċt go flaiṫeaṁail fearḋa agus foċtas sgéala ḋe.

" Ní ḃfuiliḋ sgéala agam duit," ar an t-óglaċ, " aċt gur fear dána mé, agus file tug dán ċugat-sa, a Ríġ-Ḟéinniḋ."

" Creidim gur fear dána i gcaṫaiḃ agus i gcoṁlannaiḃ tú," ar Fionn, " aċt ní ṡaoilim gur fear dána táiniġ le dán tú."

" Is fear dána le dán mé," ar an t-óglaċ," " agus dá ḋearḃaḋ soin atá dán agam duit-se : is leis tánag de'n ċor so, agus tugtar éisteaċt dam."

' Máiseaḋ," ar Fionn, " ní hionaḋ dána do ḋíol ná d'éisteaċt an áit seo, agus tar liom-sa go bruiḋin éigin de ḃruiḋniḃ na hÉireann, agus do-ġeoḃair do ḃreiṫ féin uaim i nḋíol do ḋána."

" Ní raċaḋ," ar an t-óglaċ, " aċt cuirim geasa ort naċ ḃfuilingiḋ fíor-laoiċ muna n-éistir mo ḋán agus a tuigsin mar a ḃfuilir."

13. " Gaḃ do ḋán feasta, a ḟir ḋána," ar Fionn ; agus aduḃairt an t-óglaċ mar leanas :—

" Do ċonnarc teaċ ins an tír
In naċ dtugtar géill do ríġ ;
Ní loisg teine, ní airg creaċ,
Maiṫ séan le'r ġaḃ an ríġ-ṫeaċ."

"Tuigim an rann soin," ar Fionn, "óir is é teaċ do ċonnarcais, eaḋón, Bruġ na Bóinne, teaċ Aonġusa Óig ṁic an Daġda, agus ní féidir é do losgaḋ ná do ċreaċaḋ le neart draoiḋeaċta an ḟir sin; gurab í sin tuigsin an rainn sin ded' dán."

"Is fíor soin," ar an t-óglaċ, agus ṫug an rann so:—

"Do ċonnarc fear san leaṫ ṫuaiḋ
Noċ beireas a lán de ḃuaiḋ,
Ní fearr leis aṁ 'ná bruiṫte,
Noċa mín a ġarḃ-ċluiċe."

"Tuigim sin," ar Fionn: "claiḋeaṁ Aonġusa Óig ṁic an Daġda do ċonnarcais; óir is fear-insgne an claiḋeaṁ, agus ar ṫaoiḃ ċlí an ċuraiḋ do ḃí an leaṫ ṫuaiḋ; agus ní fearr leis aṁ 'ná bruiṫte ag gearraḋ cnáṁ agus corp do láiṁ éaċtaiġ Aonġusa; gurab í sin tuigsin an rainn sin ded' dán."

"Atá an ceart agat," ar an t-óglaċ, agus aduḃairt arís:—

"Do ċonnarc bean san leaṫ ṫeas,
Agus a clann tré n-a cneas;
Giḋ mall a céim tar gaċ tuaṫ,
Is luaiṫe í 'ná eaċ ró-luaṫ."

"Tuigim sin," ar Fionn, "óir is cara d'Aonġus Óg ṫusa, agus ní heaḋ mise. Is í bean do ċonnarcais, an Ḃóinn do'n taoiḃ ṫeas de ṫiġ Aonġusa; agus is iad an ċlann do ċonnarcais tré n-a cneas, eaḋón, a bric ḃallaċa agus a bradáin ḃall-ċorcra ag snáṁ anonn

agus anall seachnóin an tsrotha; agus gidh mall an sruth soin, is luaithe é ioná each san mbith, óir ní sguireann acht ag síor-shiubhal de ló agus d'oidhche. Is féidir leis dul timcheall na cruinne i seacht mbliadhnaibh, agus ní bhfuil each san domhan d'fhéadfadh a mhacsamhail sin do dhéanamh."

"Is fíor soin," ar an t-óglach, agus thug rann eile:—

"Do chonnarc ceithearn go mbuadh,
Fá n-éirighidís iomad sluagh,
Eochair eo agus eochair shlat
Gibé fritir do chonnarc."

"Tuigim an rann so in leis," ar Fionn; "óir is í slighe do gabhadh leat, tré lubhghort lán-toraidh atá ag Aonghus, agus is iad do chonnarcais beacha beaga breac-áilne ós barraibh dos deagh-bhláth, ag tionól agus ag tiomsughadh cnuasaigh agus toraidh dóibh féin; agus is iad a nguib a n-eochracha ag buain meala as na hóg-chraobhaibh. Gurab í sin tuigsin do dhánta go hiomlán."

14. "Atá an ceart agat," ar an t-óglach, "d'innsis ciall mo dhánta. Is maith an tuigseach dán thú, a Fhinn, agus ní raibh tairbhe dán do thabhairt chugat i ndóchas nach dtuigfidhe leat é."

"Cia thú féin, a óglaigh, a thug na dáin filidheachta nuaidhe chugainn," ar Fionn, "agus créad is comh-ainm duit?"

"An é nach n-aithnigheann tú é?" ar Conán Maol mac Móirne.

"Ní aiṫniġim, go deiṁin," ar Fionn.

"An ḃfuil aiṫne agat ar Goll, nó ar Oisín, nó orm-sa?" ar Conán.

"Créad as naċ n-aiṫneoċainn mo ṁuinntir féin?" ar Fionn.

"Is éagcóir duit-se, a Ḟinn," ar Conán, "gan aiṫne níos fearr do ḃeiṫ agat ar d'eascáirdiḃ ioná ar do ċáirdiḃ, de ḃríġ gurab iad d'eascáirde do ḋéanfaḋ díṫ duit. Is é siúd Míoḋaċ mac Colgáin, agus giḋ gur duine ded' ṁuinntir féin é, is náṁa duit é. Atá sé le cúig bliaḋnaiḃ déag i ḃFiannaiḃ Éireann, agus níor ġnáṫuiġ sé caradas ná ceannsaċt le fearaiḃ Éireann ná flaiṫeaṁlaċt leat-sa féin an aimsir fada soin."

15. "Ní mise is cionntaċ leis an ḃfaillíġe sin," ar Míoḋaċ. "Ní rabas mí ris an rae sin naċ raiḃ fleaḋ urlaṁ ionċaiṫṁe fá ċoṁair Ḟinn, agus ní ṫáiniġ sé dá caiṫeaṁ ċugam; agus ní mó ċuireas-sa fios air ná ní ṫugas cuireaḋ dó, ar eagla go mbaḋ dí-ṁolta an cuireaḋ. Aċt atá fleaḋ ullaṁ agam fád' ċoṁair anois, a Ḟinn; agus geasa naċ ḃfuilingid fíor-laoiċ do ċuirim ort muna dtagair anoċt dá caiṫeaṁ, agus maiṫe agus mór-uaisle na Féinne do ṫabairt leat. Atáid dá ḃruiḋin agam-sa i n-oirċill na fleiḋe sin, eaḋón, bruiḋean díoḃ ar oileán atá ar an muir, agus bruiḋean eile fá tír; agus an ḃruiḋean atá fá'n uisge, is innti atá an fleaḋ. Béarar, má's maiṫ liḃ, an fleaḋ dá caiṫeaṁ do'n ḃruiḋin atá ar tír."

16. D'aontuiġ Fionn dul do ċaiṫeaṁ na fleiḋe, agus

leis sin do ċeileabair Míoḋaċ mac Colgáin d'Ḟionn agus d'Ḟiannaiḃ Éireann—an méid do ḃí do láṫair díoḃ—agus d'imṫiġ uaṫa. Aduḃairt Fionn le Oisín, iad soin, oiriseaṁ le Fiannaiḃ Éireann, agus é féin do leanaṁain an tan do ṫiocfaidís ; agus ollaṁain na Féinne agus an t-aos ealaḋan do ċongḃáil i n-a ḟoċair féin, " go naċ ndeaċaḋ go Bruiḋin an Oileáin go teaċt do'n ḃFéinn ċugaiḃ," ar sé, " agus cuirfead-sa sgéala na bruiḋne agus na fleiḋe ag triall oraiḃ." Is iad so an cúigear d'ḟan i bḟoċair Oisín ar an tulaiġ an lá úd, eaḋón, Fata Canann mac mic Con, Diarmaid Ó Duiḃne, Caoilte mac Rónáin, Fiaċna mac Ḟinn, agus Inse mac Suiḃne Seilge. Do ġluais Fionn roiṁe as a haiṫle sin ; agus is iad do ċuaiḋ leis go Bruiḋin Ċaorṫainn, eaḋón, Goll mac Móirne, Datċaoin Dian mac Loga Lám-Ḋeirg, Glas mac Aon-ċearda Béarra, dá ṁac Aoḋa Ḃig ṁic Ḟinn, Raċa agus Daolġus, dá Ríġ Féinne Laiġean, Aonġus mac Breasail Beola, Ríġ-Ḟéinniḋ Ḟiann gConnaċt, Conán Maol mac Móirne, Conán mac an Léit Luaċra, agus Cos-luat Céard-Goineaċ.

17. Iar ndul i gar do'n ḃruiḋin dóiḃ, do ċuaiḋ Conán rómpa isteaċ d'ḟeicsin cumta agus suiḋiġṫe na bruiḋne. Ní raiḃ aon duine ar a gcionn innti roiṁe, agus ní ḟaca Conán a coṁ-ṁait de bruiḋin riaṁ ; óir ḃí éag-samlaċt gaċa data agus gaċa deiseaċta innti ; morc mór teineaḋ, gan deo, gan deataċ, ar ḃfaduġaḋ ar urlár na bruiḋne, agus éadaiġe lán-ṁaiseaċa síoda agus brait áilne ar ċeiṫre sleasaiḃ na bruiḋne, agus gaċ re clár innti geal, dearg, agus gorm. Ḃí búird órḋa

ar n-a bḟolaċ de ḃiaḋaiḃ saora so-ċaiṫte ós a ċoṁair. Do ṁol Conán go mór innealL agus orduġaḋ na bruiḋne. Ṫáinig Fionn, agus an drong ḃí i n-a ḟarraḋ de'n ḃFéinn isteaċ, agus do ṡuiḋeadar timċeall na teineaḋ ar ṡuiḋeaċánaiḃ clúduiġṫe le sróll fíneálta. Ḃí balaḋ suaiṫniḋ sár-ṁaiseaċ ag éirġe de'n teiniḋ, ionnus gur b' ṁeanmnaċ aigeantaċ iad dá ḋruim.

18. Aduḃairt Fionn, i gcionn aga agus aimsire fada: "Is mór an iongnaḋ liom a ḟaid go dtig Rí Loċlann ċugainn, agus ḃeiṫ mar so, gan a ḃeag ná a ṁór de ḃiaḋ ná de ḋiġ na fleiḋe d'ḟaġáil. Is ins an mbruiḋin atá ar muir atá an ḟleaḋ dá hullṁuġaḋ, agus is ann do cuirfear ċum críċe í."

"Atá níḋ fós is iongantaiġe liom féin ioná soin," ar Goll mac Móirne, "eaḋón, an teine dár éiriġ suairceas gaċa deaġ-ḃalaiḋ, ag teaċt dúinn annso, gur bréine anois í ioná fial-teaċ an doṁain, agus gur mó a deataċ ioná deataċ teinte an ḃeaṫa uile."

"Is é an níḋ is mó ċuireas iongnaḋ orm-sa," ar Glas mac Aon-Ċearda Ḃéarra, "an ḃruiḋean ar a raiḃ éagsaṁlaċt an uile daṫa ag teaċt isteaċ dúinn, naċ ḃfuil aon daṫ díoḃ uirṫi anois; agus na cláir do ḃí innti, mar an gcéadna, naċ ḃfuil aon ċlár díoḃ innti anois, aċt í ar n-a dlúṫ-ḋaingniuġaḋ de ṡlataiḃ cruaiḋ-riġne caorṫainn, agus ar n-a bualaḋ le cúlaiḃ tuaġ."

"Atá iongnaḋ níos mó ioná soin," ar Faolán mac Aoḋa Ḃig, "an ḃruiḋean ar a raḃadar seaċt ndóirse ag suiḋe dúinn annso, naċ ḃfuil anois uirṫi aċt aon

doras aṁáin cuṁang deireoil agus a aġaiḋ ó ṫuaiḋ go díreaċ."

"Atá iongnaḋ níos mó ioná iad uile," ar Conán Maol mac Mórna, "na brait so-ṁaiseaċa do ḃí fúinn an tráṫ ṡuiḋeamar annso, naċ ḃfuil aon tsnáiṫe díoḃ anois re ár gcneas; aċt, dar liom, gurab í úir na talṁan, agus is fuaire í ioná sneaċta áḋḃal-ṁór aon oiḋċe."

19. "Is geasa daṁ-sa beiṫ i mḃruiḋin Ċaorṫainn aon doras," ar Fionn, "agus is eagal liom gurab foraois ḟeill an ḃruiḋean so i n-a ḃfuilimid, agus gearraiḋ ar a taoiḃ í go ndeaċam aisti amaċ."

"Déanfam," ar Conán mac Mórna; agus ṫugadar láṁ ṫapaiḋ laoċda tar a leaṫan-armaiḃ, agus ṡaoil-eadar an ḃuiḋean do ḃriseaḋ i n-a dtimċeall gan ċáirde, agus ní raiḃ ar a gcumas dóiḃ, óir níor ḟéad-adar aon ċor do ċur díoḃ ins an áit i n-a raḃadar.

"Uċ, is measa mar a ṫárla," ar Fionn, "óir atá-muid ceangailte de'n talaṁ go doċraċ do-sgaoilte."

Is annsoin adubairt Goll mac Mórna le Fionn a ordóg do ċur fá n-a ḋéad feasa, agus fios agus fíor-eolas d'ḟaisnéis créad é an cuiḃreaċ i n-a raḃadar, agus créad d'ḟóirfeaḋ iad, nó an dtáinig críoċ a mbeaṫaḋ.

"Cuirfeaḋ," ar Fionn, "óir is ceart agus is cóir do ḋuine a ḋíċeall do ḋéanaṁ an tan ḃíos i ḃfíor-éigean."

20. Iar soin do ċuir Fionn a ordóg fá n-a ḋéad feasa, ionnus gur foillsiġeaḋ fírinne dó, agus an feall

do hullmhuigheadh dóibh, agus cionnus fóirfidhe uaidh iad, gur chuir Fionn osna éagcaointeach ós árd as. Ar n-a chlos soin do chách adubhradar: "Má's áil leis na déithibh, a Fhinn, is tré nimh do mhéir do rinnis an osna soin?"

"Ní headh, go deimhin," ar Fionn, "acht gabhaim ar son mo shaoghail feasta agus mo rae mar an gcéadna agus ar chaitheas dem' aimsir gus indiu, óir d'feall Rí Lochlann orainn, agus atá sé le ceithre bliadhnaibh déag ag dealbhadh na mór-fhionghaile seo fá n-ár gcomhair-ne, gurab anois do ráinig leis a críochnughadh. Ní bhfuair árach go dtug sé treise fear de Ghréagachaibh, dá ngoirthear Sinnsear na gCath, leis, agus tá sé féin agus Rí an Domhain i mBruidhin an Oileáin, agus ocht rí déag i n-a bhfarradh ann; gurab ocht gcatha déag a léir-thionól sluaigh, agus trí mhíle i ngach cath, ar a bhfuilid trí Righthe Inse Tuile. Is draoithe duaibhreacha diabhlaidhe agus tréan-fhir talcanta iad soin; óir is iad do chuir an úir seo san mBruidhin i n-a bhfuilmid ceangailte. Sinnsear na gCath is ceann agus comhairle ortha uile, agus is gearr go dtiocfaidh chugainn dár ndícheannadh; óir ní féidir ár sgaoileadh ó'n gcruaidh-chuibhreach i n-a dtárlamar go gcuimiltear fuil na dtrí Ríogh soin Inse Tuile dár gcorpaibh. Atá mac mór-mheanmnach ag Rígh an Domhain, eadhón, Borb mac Sinnsir na gCath, ar an gcabhlach soin. Nimh, Ágh, agus Áithis is ainmneacha do trí Ríghthibh Inse Tuile."

21. Ar gclos an sgéil sin do'n bheagán d'uaislibh na Féinne bhí ins an mBruidhin, do leigeadar gártha troma

truaiġṁéileaċa asta ós árd de ḋruim an imṡníoṁa agus an éadḟulaing i n-a raḃadar.

“Sguiriḋ, a Ḟianna Éireann,” ar Fionn, “agus ná déanaiḋ mná caointe ḋíḃ féin re huċt ḃur mbáis; aċt gaḃaiḋ meanma agus misneaċ ċugaiḃ, agus seinniḋ an Dord Ḟiann dúinn go cuṁaċ ceol-ḃinn mar oir-fideaḋ roiṁ an mbás.”

Is annsoin do ḋlúṫadar a mbéil ċum a ċéile, agus do séinneadar an Dord Ḟiann d'Ḟionn agus dóiḃ féin.

22. Iomṫúsa Oisín ṁic Ḟinn agus an uaṫaiḋ sluaiġ maille ris, seal fada ḋóiḃ fá'n saṁail sin go ndubairt Oisín: “A Ḟianna Éireann,” ar sé, “is iongnaḋ liom a faid go gcuireann Fionn sgéala agus tuarasgḃáil na bruiḋne agus na fleiḋe ċugainn aṁail do ġeall sé; agus cia raċas do ṫaḃairt sgéala uaiḋ?”

“Raċaḋ-sa,” ar Fiaċna mac Ḟinn, “óir is mé an duine is óige dá ḃfuil ar an tulaiġ seo.”

“Ag so mise leat,” ar Inse mac Suiḃne Seilge.

Do ġluaiseadar rómpa, agus ní cian do ċuadar an tan do ċualadar an Dord Ḟiann dá ṡeinnm san mbruiḋin go cuṁaċ ceolṁar.

“Is maiṫ atáṫar ag an luċt do-ġní an ceol so,” ar Inse mac Suiḃne Seilge.

“Is dóiċte liom a ḃeiṫ go holc aca,” ar Fiaċna, “óir is le linn dubaċais nó dubróin is gnáṫ leo an ceol so do ṡeinnm.”

Do ċuala Fionn dlúṫ-ċoṁráḋ na ḋíse sin agus do tug aiṫne orta, agus adubairt: “An é seo guṫ Ḟiaċna ṁic Ḟinn do ċluinim?”

"Is é go dearbhtha," ar Fiachna.

"Ná tar níos neasa ioná soin don bhruidhin mhillti ghmalluighthe seo," ar Fionn, "óir atámuid ceangailte don talamh i n-úir Inse Tuile;" agus d'innis Fionn gach nídh do himreadh orra ó thús go deireadh dó. Annsoin d'fhiafruigh sé d'Fhiachna cia bhí i n-a fhochair. "Atá do dhalta-sa, Inse mac Suibhne Seilge," ar Fiachna.

"Teich ar ais leis go luath, agus ná leig fá fhorrántacht claidheamh na n-allmhurach é."

"Do b' olc an luach oileamhna maithe dhamh-sa thusa d'fhágáil i n-éigean agus i n-anfhorlann, mar atá tú, agus mé féin d'imtheacht uait," ar Inse mac Suibhne.

"Máiseadh, ó nách áil leat imtheacht," ar Fionn, "éirigh féin agus Fiachna ar an áth ar sgáth na bruidhne, agus cosnaidh é go maith go mbeiridh drong éigin d'Fhiannaibh Éireann oraibh;" agus do rinne siad amhlaidh.

"A mhic Shuibhne Seilge," ar Fiachna, "cosain an t-áth agus rachaidh mise d'fhios Bhruidhne an Oileáin."

Ceileabhras các dá chéile agus d'imthigh Fiachna roimhe d'fhios na bruidhne.

23. Is annsoin do labhair iarla Gréagach bhí i mBruidhin an Oileáin, agus adubhairt: "Rachad-sa ag iarraidh cinn Fhinn mhic Chumhaill, agus do-bhéarad liom i bhfiadhnaise Ríogh an Domhain é;" agus gluaiseas an t-iarla agus céad ridire mar aon leis, agus níor stadadar nó go rángadar go Bruidhin Chaorthainn; agus ar ndul go hur an átha dóibh, do chonnarcadar mac Suibhne Seilge i n-a sheasamh ar ur an átha.

"An duine tú?" ar an t-iarla.

"Is eaḋ, go deiṁin," ar Inse mac Suiḃne Seilge.

"Cia d'ḟearaiḃ uaisle nó anuaisle an doṁain tú?" ar an t-iarla. "Nó cia darab muinntir tú?"

"De ṁuinntir Ḟinn ṁic Ċuṁaill mé," ar Inse.

"Máiseaḋ," ar an t-iarla, "déan eolas dúinn mar a bḟuil Fionn go dtugam a ċeann linn i bḟiaḋnaise Ríoġ an Doṁain."

"Do b'olc an curaḋ coimeádta áta mé," ar Inse, "dá ndéanfainn mar adeir tusa liom; agus ná tar-se ṫar an áṫ anall."

Adubairt an t-iarla: "Brisiḋ an t-áṫ ar an bḟéinn."

24. Is annsoin ṫugadar siḋe sanntaċ sár-neartṁar ċum an áṫa, agus ṫáinig Inse mac Suiḃne Seilge go sár-ċalma i n-a gcoinne agus i n-a gcoṁdáil, agus ṫugadar gleo ġáiḃteaċ gráineaṁail dá ċéile, agus do ṫuiteadar an céad ridire Gréagaċ soin le béimeannaiḃ borb-neartṁara Inse ṁic Ṡuiḃne. Annsoin do ċoṁraic an t-iarla Gréagaċ agus mac Suiḃne Seilge le ċéile, agus is cneaḋaċ créaċtaċ cróilinnteaċ do ḃí mac Suiḃne Seilge iar marḃaḋ an ċéad ridire sin. Giḋeaḋ, is meanmnaċ míleaḋta mór-aigeantaċ an coṁrac do rinne sé féin agus an t-iarla Gréagaċ le ċéile nó gur ṫuit sé i bḟoirċeann an ċaṫa soin, agus do ḃain an t-íarla a ċeann de.

Adubairt an t-iarla iar soin: "Ní raċad d'ionnsaiḋe Bruiḋne Caorṫainn go mbiaiḋ sluaġ Ríoġ an Doṁain im' ṫimċeall, agus béaraiḋ mé an ceann so liom go Ríġ an Doṁain."

25. Ag dul d'ionnsaiḋe Bruiḋen an Oileáin dó, ṫárla Fiaċna mac Ḟinn air.

"Cá conair as a dtángais, a óglaiġ?" ar Fiaċna.

"Ag iarraiḋ ċinn Ḟinn ṁic Cuṁaill do ċuas," ar sé, "agus ṫárla óglaċ mór míleaḋta mear-ċalma i mbrollaċ an áṫa orm féin agus ar mo ṁuinntir, agus an céad laoċ do ċuaiḋ liom do tuiteadar uile leis."

"Créad as naċar tuitis féin leis?" ar Fiaċna.

"Cruas mo ċroiḋe agus mire mo ṁeanman agus láidreaċt mo láṁ do ċlaoiḋ é, agus do tuit sé liom," ar an t-iarla.

"Dá dtuitfeaḋ," ar Fiaċna, "do-ḃéartá coṁarta cosgair agus coṁ-ṁaoiḋte leat."

"Ṫugas a ċeann liom," ar an t-iarla.

"Taisbeán daṁ-sa é," ar Fiaċna.

Do taisbeáin, agus do ġlac Fiaċna an ceann, do tug teora póg dó, agus is é aduḃairt sé: "Is maiṫ ṫáinig an ceann so do'n ċolainn ar a raiḃ sé ag teaċt na maidne indiu; agus naċ ḃfuil a fios agat cia dá dtugais an ceann so?"

"Ní feadar," ar an t-iarla Gréagaċ, "aċt munab de ṁuinntir Ríoġ an Doṁain tú."

"Ní dá ṁuinntir mise," ar Fiaċna, "agus ní heaḋ tusa níos fuide."

26. Is annsoin d'ionnsuiġeadar an dias deaġ-laoċ soin a ċéile, agus do rinneadar troid dian dásaċtaċ re ċeile, nó gur tuit an t-iarla i ndeireaḋ an ċoṁraic sin le béimeannaiḃ feargaċa forála Ḟiaċna ṁic Ḟinn. Agus do ḃain Fiaċna an ceann de, agus do rug leis é

agus ceann Inse ṁic Ṡuiḃne Seilge ċum an áṫa. D'ḟuaiġ sé ceann Inse ṁic Ṡuiḃne Seilge le n-a ċolainn, agus do rinne feart fioḋḃaiḋe ḋó, agus do ċuir go honóraċ é. D'ḟear sé a ċluiċṫe caointe, agus do sgríoḃ a ainm i n-ogam. Do rug sé leis ceann an iarla Gréagaiġ, go Bruiḋin Ċaorṫainn, agus do laḃair Fiaċna i nDoras na bruiḋne.

"An é seo guṫ Fiaċna do-ċluinim?" ar Fionn.

"Is é go deiṁin," ar Fiaċna.

"Cia do rinne an gleo gáiḃṫeaċ gráineaṁail agus na hurlaiḋṫe aṫgarḃa aimiarṁarṫaċa úd do ċualamar ar an áṫ go forasta?"

"Do ḋalta-sa, .i. Inse mac Suiḃne Seilge, is mó do rinne é," ar Fiaċna.

"Cionnus atá mo ḋalta tar éis an ċoṁraic?" ar Fionn.

"Atá marḃ gan aṁras, agus do tuit céad ridire Gréagaċ leis, agus do tuit sé féin le hiarla Gréagaċ iar soin," ar Fiaċna.

"An bfaca tú dá ṁarḃaḋ é?" ar Fionn.

"Ní faca," ar Fiaċna, "agus dá bfeicfinn do ṡaorfainn ó éag é."

"An ráinig leat díṫ do ḋéanaṁ do'n té do ṁarḃ é?" ar Fionn.

"Do ḃaineas a ċeann de," ar Fiaċna, "agus tugas liom ċugat-sa é."

"Beir buaiḋ agus beannaċt," ar Fionn: "is maiṫ iad mo ċlann féin, agus ba beag mo ċuid d'Éirinn sul a n-éirġeadar ċugam; agus ba mór mo ċuid di anois

nó go dtárlas san mór-éigean so. Agus, a Ḟiaċna, éiriġ ar an áṫ, agus coimeád é go mbeiriḋ drong éigin d'Ḟiannaiḃ Éireann ort."

27. Is annsoin do laḃair iarla Gréagaċ, dár ċoṁ-ainm Cíorṫann Caṫ-Ṁíleaḋ. "Do ċuadar mo ḃráiṫreaċa amaċ ó ċianaiḃ," ar sé, "agus raċad féin d'ḟéaċain cionnus atáid siad féin agus Fianna Éireann re céile; óir is eagal liom níṁ-ġaisge na hÉireannaċ do ċur orṫa, agus raċad i n-a ndiaiḋ agus béarad ceiṫre céad ridire liom."

Do ġluais an t-iarla, agus níor forasaḋ leis go hur an áṫa agus ceiṫre céad ridire mar aon leis, agus do ċonnarcadar Fiaċna i n-a ṡeasaṁ ann.

"Cia darab muinntir tú?" ar an t-iarla.

"De ṁuinntir Ḟinn ṁic Ċuṁaill mé," ar Fiaċna.

"Cia do rinne an t-ár mór so i mbrollaċ an áṫa?" ar an t-iarla.

"Is olc an fiafraiġe do rinne tú," ar Fiaċna, "aċt gibé do ġeoḃair san ngníoṁ agair air é."

D'ionnsuiġeadar na Gréagaiġ an t-áṫ iar soin, agus do ċuaiḋ Fiaċna go dian dásaċtaċ agus go foirtil feiḋmláidir fúṫa agus tríoṫa agus tarsa, agus ṫugadar caṫ calma coṁ-neartṁar dá ċéile, agus do ṫuit Cíorṫann Caṫ-Ṁíleaḋ agus a ċeiṫre céad ridire le láiṁ feargaiġ foirniṁniġ Ḟiaċna ṁic Ḟinn ar ur an áṫa.

28. Is annsoin do ċuaiḋ sgéala an ċoṁraic sin go Bruiḋin an Oileáin, agus aduḃairt Rí Loċlann: "Is olc do rinneadar dul ann i gan fios daṁ-sa, ná forgla

fear an doṁain do ḋul ann aċt ċoṁ beag i n-a gcuid-eaċtain, agus ní ṫiocfaiḋ eolaċ beo ná fear innste sgéil ṫar ais díoḃ. Raċad-sa dá n-ionnsaiḋe anois, óir is ann atá an t-aon duine is beadaiḋe san doṁan uile, eaḋón, Conán mac Móirne, agus béarad proinn céad fear liom de'n ḃiaḋ is fearr san mbaile, agus an uair do-ċífeas sé an biaḋ dá ċaiṫeaṁ ós a ċoṁair, agus gan ar ċumas dó a ṫroistin, raċaiḋ a ċiall uaiḋ de ġráḋ an ḃíḋ, agus ḃéarad-sa bás dá ḃfuil san mbruiḋin."

Do ġluais sé ċum an áṫa, agus cúig céad ridire i n-a ḟoċair, agus do ċonnaic Fiaċna mac Ḟinn i n-a ṡeasaṁ ar ur an áṫa.

"An é siúd Fiaċna mac Ḟinn do-ċím ?" ar Mioḋaċ.

"Is é go dearḃṫa," ar Fiaċna.

"Is ionṁuin liom an té atá ann," ar Mioḋaċ; "óir do ḃíos ceiṫre bliaḋna déag i ḃFiannaiḋeaċt, agus níor ḃuaileas cú ná eaċ ná duine dem' ṁuinntir ar feaḋ an rae sin."

"Máiseaḋ," ar Fiaċna, "ní ḃfuil de ṁaiṫiḃ na Féinne duine is luġa de ċomaoine agat air 'ná mise, agus is olc an ṁaise duit-se anois é, óir d'ḟeallais orainn."

"Níor agras m'aṫair agus mo ḋias dearḃráṫar oraiḃ," ar Mioḋaċ, "do ṁarḃaḃar i gcaṫ Inse na Beirḃe."

"Is ort féin do rinnis an feall," ar Fiaċna.

Iar soin d'ḟógair Mioḋaċ d'Ḟiaċna an t-áṫ d'ḟágail.

"Ní ḃéiḋ an sgéal soin agaiḃ le hinnsint orm-sa,"

ar Fiaċna, "agus is truaġ naċ i dtús an lae tárla ċugam siḃ sul do hanḃḟainneaḋ mo ċorp le hiomad na gcneaḋ agus na gcréaċt atá orm."

Le n-a linn sin adubairt Míoḋaċ an t-áṫ do ḃriseaḋ ar an ḃFéinn.

Is annsoin do ṫáinig Fiaċna i n-a gcoinne agus i n-a gcoṁdáil, aṁail daṁ dian dásaċtaċ ar n-a ṫréan-ḃualaḋ, nó mar leoṁan lúṫṁar lán-ċréaċtaċ ar n-a ċráḋ um a coileán, nó mar ḟaolċoin ċíocraiġ con-faḋaiġ. Dob' é sin saṁlaċas an ḃriste agus an ḃearrṫa agus an ḃuan-réabṫa uaṫḃásaiġ tug Fiaċna ar na Loċlannaċaiḃ gur ṫuit trí ċéad laoċ go deaġ-ṫapaiḋ leis díoḃ. Annsoin do ṫroid sé féin agus Míoḋaċ mac Colgáin le ċéile, agus do rinneadar coṁrac féiġ feiḋliġeaċ foḃartaċ, agus urlaiḋe aiṫiarṁartaċ do-eadrána, gan fios time ná tláis ná tarcuisne ag ceaċtar díoḃ ṫar a ċéile.

29. Annsoin adubairt Oisín mac Ḟinn, agus é ar ṁullaċ Ċnuic Fírinne, agus drong de'n ḃFéinn i n-a ḟoċair: "Is fada liom," ar sé, "go dtagaiḋ an dís gaisgiḋeaċ do ċuaiḋ ċum sgéala do ṫaḃairt ċugainn i dtaoḃ Ḟinn agus na Féinne."

"Roġa gaċa fleiḋe atá aca," ar fear díoḃ, "agus ní hurusa leo a ḟágáil."

"Is baoġal liom-sa gurab 'ġá gcosnaṁ féin atáid," ar Oisín.

Adubairt Diarmaid Dreaċ-soluis Ó Duiḃne: "Raċad-sa féin i n-a ndiaiḋ dá ḟios créad ḟuireaċas iad."

"Raċad-sa i éinfeaċt leat," ar Fata Canann, mac mic Ċon.

Do ġluais an dís sin rómpa go bruidin Ċaortainn, agus ar ndul i bfogus do'n át dóib, man a raib Fiaċna agus Rí Loċlann ag com-tuargain a ċéile, d'fiafruiġ Fata Canann de Diarmaid an gcuala sé an fotram.

"Cluinim," ar Diarmaid, "com-ġáir na sgiat, osnaiḋe na bfear, gáir na ngeilt ós na gleanntaib, agus sgréaċaḋ na mbadb ós na bruiḋeantaib. Is ar an át re taob na bruiḋne atá an gleo gáibteaċ ádbal-ṁór so, agus is é Fiaċna mac Ḟinn do-ġní comrac ris na hallṁuraċaib. Brostuiġeam ċuige dá féaċaint an mbéaram i n-a beataiḋ air."

"A Ṁic Uí Duiḃne," ar Fata Canann, "ainic mac an Ríġ-Ḟéinnid ar bás, nó déaraid Fionn gurab ded' ḋeoin féin d'fuilingis a básuġaḋ."

"Má fanaim-se le dul tar ar át anonn," ar Diarmaid, "ní béaraid mé beo air, agus dá gcaitfinn mo sleaġ fá n-a dtuairim, ní fios cia aca do ṁarbóċainn."

"A Diarmaid," ar Fata Canann, "níor ċaitis urċar iomrollaċ riaṁ."

Iar soin cuireas Diarmaid a ṁéar i suaitnid síoda an Ġaoi Deirg, agus tug roġa urċair do Ṁiodaċ mac Colgáin gur ċuir an tsleaġ tré n-a taoib agus tré n-a ċaoṁ-ċolainn.

"Uċ, is mairg dá dtárla an t-urċar soin," ar Miodaċ, "agus is í sleaġ Diarmada Uí Duibne do sáiteaḋ ionnam."

"Is í, go deiṁin," ar Diarmaid, "agus seaċain mac an Ríġ-Ḟéinniḋ, agus ná marḃtar leat é."

"Ní móide do ġeoḃainn féin anacal uait-se é sin do ḋéanaṁ," ar Míoḋaċ, "agus ó táim-se ċum tuitim leat-sa de'n urċar soin, ní ḃéaraiḋ Fionn a ṁac féin slán uaim-se, agus is gann an éiric liom é."

Iar ráḋ na mbriaṫar soin dó, do ḋíċeannaḋ Fiaċna mac Ḟinn leis, agus tuit sé féin go lár agus go lán-talaṁ.

Ṫáinig Diarmaid ṫar an áṫ anall, agus duḃairt le Míoḋaċ mac Colgáin:

"Ó do rugas id' ḃeaṫaiḋ ort déanfaḋ tú ḋíċeannaḋ: giḋeaḋ, dá n-éagṫá sul ar ṡroiċ liom teaċt ag triall ort, ní ḋéanfainn tú ḋíċeannaḋ. Ní fuláir liom do ċeann do ḃeiṫ agam d'Ḟionn i n-éiric a ṁic."

Iar soin do ṫeasg sé an ceann de Ríġ Loċlann.

30. Ċuaiḋ Diarmaid go doras Bruiḋne Caorṫainn, agus d'iarr é osgailt.

"An tú Diarmaid ?" ar Fionn.

"Is mé," ar Diarmaid.

"Cia do rinne an gleo gáiḃteaċ gráineaṁail do ċualamar ar an áṫ ? ar Fionn.

"Do ṁac meanmnaċ mór-éaċtaċ-sa, .i. Fiaċna mac Ḟinn, is mó do rinne de," ar Diarmaid.

"Cionnus atá mo ṁac a haiṫle an ċoṁraic ?" ar Fionn.

"Atá marḃ gan aṁras," ar Diarmaid, "agus do ṫuiteadar trí ċéad laoċ láidir lán-ċalma leis de

ṁuinntir Ṁíoḋaiġ ṁic Ċolgáin, agus do marḃaḋ dá ċéad eile ḋíoḃ liom-sa agus le Fata Canann.

“ An bfaca tusa dá ṁarḃaḋ é ? ” ar Fionn.

“ Do ċonnarc,” ar Diarmaid, “ agus ní rugas i n-a ḃeataiḋ air.”

“ Cia do ṁarḃ mo ṁac ? ” ar Fionn.

“ Míoḋaċ mac Colgáin,” ar Diarmaid.

“ An bfaca tusa Míoḋaċ ag imṫeaċt tar éis mo ṁic-se do ṁarḃaḋ,” ar Fionn.

“ Do ċífinn dá n-imṫiġeaḋ,” ar Diarmaid, “ óir do ṁarḃas é, agus ṫugas a ċeann ċugat-sa.”

“ Beir buaiḋ agus beannaċt,” ar Fionn, “ óir is minic roiṁe sin d'ḟóiris ar Ḟiannaiḃ Éireann, agus cuirimid comairc ár n-anam agus ár gcorp ort go héiriġe gréine i mbáraċ.”

“ Gaḃaim do ċomairc re hais ar ḟearaiḃ an doṁain,” ar Diarmaid ; agus ċeileaḃras dóiḃ go ndubairt Conán mac Móirne : “ A Ḋiarmaid,” ar sé, “ is olc mo turas féin do'n ḃuiḋin seo, agus is fuar an úir dá bfuilim ceangailte ; giḋeaḋ, is doilġe liom ioná soin uile ḃeit gan biaḋ gan deoċ, agus tá roġa gaċa fleiḋe dá raiḃ riaṁ i nÉirinn i mḂruiḋin an Oileáin anoċt, agus tabair corn fá ḋiġ ċugam as.”

“ Is mairg béal as a dtáinig an coṁráḋ soin, a Ċonáin,” ar Diarmaid, “ agus forgla sluaiġ an doṁain ar tí do básuiġṫe, agus fós naċ bfuil dod' ḟortaċt agus ag fortaċt a bfuil san mbruiḋin seo aċt mise agus Fata Canann.”

“ Uċ, a Ḋiarmaid, dá mbaḋ cara dlúṫ nó duine

gaolṁar duit d'iarrfaḋ an atċuinge sin ort, is deifreaċ diċeallaċ do ḋéanfá é, agus do raċṫá i gconntabairt dá ṫabairt ċuige, agus ní raċair daṁ-sa ann. Ar an aḋbar soin is fearr leat mise do ṫuitim ioná beiṫ im' ḃeaṫaiḋ."

"Ná himḋearg mé níos mó, a Ċonáin," ar Diarmaid, "agus raċaid d'iarraiḋ bíḋ agus diġe duit."

31. Gluaiseas Diarmaid ċun an áṫa, mar a raiḃ Fata Canann ag foraire, agus aduḃairt leis :

"A Ḟata Ċanann," ar sé, "déan-sa faire agus iom-ċosnaṁ ar an áṫ go ndeaċainn-se go Bruiḋin an Oileáin d'ḟéaċain na n-allṁuraċ, agus ag iarraiḋ bíḋ agus diġe do Ċonán."

"Ná héirig," ar Fata Canann, "óir atá biaḋ agus deoċ go líonṁar annso tug Míoḋaċ leis, agus ní ḃfuair sé rae ċum a ċaiṫte, agus beir a leor ḋóṫain ċum Ċonáin de."

"Dá ndéanfainn sin," ar Diarmaid, "déaraḋ Conán gur biaḋ daoine marḃ do ḃéarainn ċuige, agus do ċáinfeaḋ sé mé ; déan-sa faire agus forċoiṁeád ar an áṫ go teaċt daṁ-sa ar ais."

Dála Ḋiarmada, do ráinig roiṁe go Bruiḋin an Oileáin, agus do ċuaiḋ isteaċ innti, agus is ann fuair sé Rí an Doṁain agus a ṁac go n-a sluaiġtiḃ i n-a suiḋe ar na bordaiḃ ag caiṫeaṁ fleaḋ agus féasta, agus dáileaṁain dá ndáil orta. Do ḃí corn coiṁ-ḟleaḋaċ i láiṁ gaċ aon duine aca, go n-a lán de ḋiġ ṡo-ḃlasta ṡo-óla dá tabairt do Ríġ an Doṁain. Tug Diarmaid buille neartṁar náiṁḋiġe do'n dáileaṁ fá

neasa dó, gur sgar a ċeann re a ċolainn, agus gaḃas an corn i n-a láiṁ ċlí agus an claiḋeaṁ i n-a láiṁ ḋeis, agus gluaiseas gus an mbord mór, agus do tug buille dá ċois i n-uċt an ríoġ, agus do treasgair go hamiarṁartaċ é, agus do tóg an ṁias do ḃí i ḃfiaḋnaise an ríoġ, agus do ġluais air go Bruiḋin an Ċaortainn gan fuiliuġaḋ gan foirḋeargaḋ, agus táinig go hur an áta, agus fuair Ḟata Canann i n-a ċodlaḋ i mbrollaċ an áta.

“Is iongnaḋ liom do ċodlaḋ fá'n am so,” ar Diarmaid, “agus naċ ḃfuil eagla ná uaṁan ort i dtaoiḃ an áir uatḃásaiġ id' timċeall, agus is doiliġ liom d'ḟágáil san gcodlaḋ soin, agus dá ḃfanfainn féin id' ḟoċair ċáinfeaḋ Conán mé. Aċt adeir an sean-ḟocal ‘Is beo neaċ d'éis a ḃuailte, agus ní beo é d'éis a ċáinte.’ Raċad leis an mbiaḋ so ċum Conáin.”

32. Gluaiseas Diarmaid go Bruiḋin Ċaortainn, agus laḃras i ndoras na bruiḋne, agus aduḃairt:

“A Ċonáin,” ar sé, “atá biaḋ agam duit, agus ní ḃfuil a ḟios agam cionnus a ḃeiḋ sé agat.”

“Teilg ċugam é,” ar Conán: “atáim-se ar aġaiḋ an dorais go díreaċ, agus níor tugais urċar mearaiḋe riaṁ.”

“Dob' eagal liom go salóċainn tú,” ar Diarmaid.

“Ní teiċeann cú roiṁ ċnáiṁ,” ar Conán.

Annsoin caiteas Diarmaid an biaḋ ċum Conáin, agus do ḃuail timċeall a ḃéil agus a ḃrollaiġ é, gur smear agus gur śaluiġ sé Conán go mór.

"Atá deoċ agam duit, a Ċonáin," ar Diarmaid, "agus ní ḟeadar cionnus do ṡroiċfiḋ mé tú."

"Éiriġ de léim lúṫṁair lán-éadtruim ar ṁullaċ na bruiḋne, agus déan poll ós mo ċionn, agus doirt an deoċ go díreaċ im' ḃéal," ar Conán.

Dála Ḋiarmada, d'éiriġ sé de léim lán-ṫapaiḋ ar ṁullaċ na bruiḋne, agus do rinne sé poll ós cionn Ċonáin, agus do ḋoirt sé an ċuid ba ṁó de'n diġ ar gaċ taoḃ dá ḃéal.

"A Ḋiarmaid," ar Conán, "dá mbaḋ cara dlúṫ nó duine gaolṁar do ḃeaḋ fúṫ annso, is díreaċ do ċuirfeá rud i n-a ḃéal, agus ní mian leat é ċur im' ḃéal-sa."

Ó do ċualaiḋ Diarmaid sin do ḋoirt sé an méid do ḃí ins an gcorn i mbéal Ċonáin, agus do léim féin de'n ḃruiḋin, agus d'imṫiġ d'ḟorċoiméad an áṫa.

33. Fá'n am soin ba ċlos i mBruiḋin an Oileáin gur marḃaḋ Míoḋaċ mac Colgáin, Rí Loċlann, agus a ndeaċaiḋ leis. Adubairt trí ríġṫe Inse Tuile: "Is olc do rinne Rí Loċlann dul amaċ i gan fios dúinn: óir is dúinn baḋ ċóir a raiḃ i mBruiḋin Ċaorṫainn do ḋíċeannaḋ, de ḃríġ gur sinn do ċuir an úir innti."

Gluaisid iar soin agus deiċ gcéad ridire armuiġṫe éidiġṫe maraon riú go hur an áṫa, agus do ċonnarcadar Diarmaid i n-a ṡeasaṁ ar an áṫ.

"Cia ṫú atá ar an áṫ? ar siad.

"De ṁuinntir Ḟinn ṁic Cuṁaill mé," ar Diarmaid.

"An tú Diarmaid Ó Duiḃne?" ar siad.

"Is mé go dearḃ," ar Diarmaid.

"Is maiṫ linn tú ḃeiṫ ann," ar siad, "óir is coṁḋalta gaisge agus foġlama dúinn-ne tú, agus ar an áḋḃar soin fág an t-áṫ, agus tabair sliġe, nó cead sliġe, dúinn-ne go ndeaċaimís go Bruiḋin Ċaorṫainn, agus go dtugaimís ceann Ḟinn ṁic Ċuṁaill linn."

"Is ó Ḟionn ṫánag-sa do ċosnaṁ an áṫa, agus do naisg sé comairc orm go teaċt d'Ḟiannaiḃ Éireann dá ḃortaċt; uime sin, fad is beo mise ní ṫaḃarfad cead sliġe ḋíḃ-se."

34. Iar n-a ċlos soin do ríoġraiḋ Inse Tuile ṫugsad siḋe sanntaċ ċum an áṫa agus ṫáinig Diarmaid i n-a gcoinne agus i n-a gcoṁḋáil go míleaḋta mear-ċalma, agus ṫugadar caṫ cróḋa cosgarṫaċ dá ċéile gur ṫuiteadar drong ṁór de'n laoċraiḋ le Diarmaid ar an láiṫriġ sin; agus leis sin bíoḋgas Faṫa Canann as a ċodlaḋ le béiceaḋ agus búireaḋ na míleaḋ, agus le sgeiṁleaḋ na sgiaṫ dá sgoilteaḋ, agus le sianġail na n-óg dá n-oirleaċ.

Do ṫóg Faṫa Canann a ṡleaġ agus riṫeas i gcoinne Ḋiarmada Uí Ḋuiḃne, i ndíoġail gan é ḋúiseaċt as a ċodlaḋ, agus do ṫeiċ Diarmaid ṫar an áṫ roiṁe i ndóiġ go ndíoġalfaḋ sé a ḟearg ar a eascáirdiḃ. D'iompuiġ Diarmaid air, agus aduḃairt leis: "Díoġail t'ḟearg ar do náṁaid, agus fós is leor liom-sa ar ḟulaing mé uait gus anois."

Iompuiġeas Faṫa Canann uaiḋ iar soin, agus téid fá na hallṁuraċaiḃ, agus gaḃas dá n-éirleaċ agus dá n-aṫ-ċumaḋ, dá ḋeis agus dá ċlí. Coṁraiceas Diarṁaid agus trí ríġṫe Inse Tuile le céile go gáiḃteaċ

groḋurlaṁ, gur éiriġ uaill agus árd-aigneaḋ i nDiarmaid, agus tuiteadar trí ríġṫe Inse Tuile leis. Ṫug sé féin agus Fata Canann dearg-ár ar na hallṁuraċaiḃ, go naċ ndeaċaiḋ fear innse sgéil as díoḃ, agus teasgas Diarmaid na cinn de trí ríġṫiḃ Inse Tuile, agus gluaisid Diarmaid agus Fata Canann rómpa d'ionnsaiḋe Bruiḋne Caorṫainn. Do labair Diarmaid i ndoras na bruiḋne, agus fiafruiġeas Fionn sgéala an ċata ḋe.

35. "Do marḃaḋ ríoġraḋ Inse Tuile go n-a ṁuinntir liom-sa agus le Fata Canann," ar Diarmaid, "agus tugamar a gcinn ċugat-sa."

"Beir buaiḋ agus beannaċt, a Ḋiarmaid," ar Fionn: "is buaḋaċ an cosgar soin. Cuimliḋ cuid de'n ḃfuil sin fá na ḋóirsiḃ go n-osgluiġtear liḃ iad."

Do rinne siad aṁlaiḋ, agus téid isteaċ san mbruiḋin, agus do ċuimil siad an fuil ar dtús d'Ḟionn agus de ċáċ, gur éiriġeadar as an mbruiḋin amaċ, agus do ċán siad ceolta binne ag breiṫ a mbuiḋe ris na déiṫiḃ i dtaoiḃ iad do sgaraḋ ris an mór-ġábaḋ soin i n-a raḃadar; agus tigid as an bruiḋin amaċ iar soin, aċt Conán mac Móirne aṁáin, óir níor ṡroiċ an fuil é, agus do ḃí a ḋá ṡáil, cúl a ċinn, agus a ṡlinneáin ag leanṁain de'n talaṁ.

"A Ḋiarmaid," ar Conán, "an annso do b' áil leat mise d'ḟágáil?"

"Ní head," ar Diarmaid, ag filleaḋ air, go ndubairt le Fata Canann congnaṁ leis, go rugadar ar Ċonán agus tugadar tarraing foirtil feiḋm-láidir dó,

gur fágaḋ a ċroiceann ag leanṁain de'n talaṁ ; gonaḋ de sin do lean an forainm de ó ṡoin a leit, .i. Conán Maol mac Móirne.

Is annsoin aduḃairt Fionn "A Ḋiarmaid," ar sé, "ní baḋ ionċoṁraic aon duine dá ḃfuil san mbruiḋin seo go héirġe gréine i mbáraċ ; agus uime sin, éiriġ féin agus Fata Canann ar an áṫ, agus cosnaiḋ é, go mbeiriḋ drong éigin d'Ḟiannaiḃ Éireann orainn." Do rinneadar aṁail aduḃraḋ leo.

36. Do cualaḋ fá'n am soin i mḂruiḋin an Oileáin gur marḃaḋ ríoġraḋ Inse Tuile agus a muinntir maille riú. Aduḃairt mac míleaḋta mear-ċalma do bí ag Ríġ an Doṁain, .i. Borb mac Sinnsir na gCaṫ, go raċaḋ féin do ḋíoġail ar marḃaḋ dá ṁuinntir, agus go dtiubraḋ ceann Ḟinn ṁic Cuṁaill ċum a aṫar. Gluaiseas roiṁe agus míle laoċ láidir lán-ċalma mar aon leis go hur an áṫa, agus do ċoṁraic Diarmaid agus Fata Canann leo go feargaċ foirtil.

Is fá'n am soin aduḃairt Oisín mac Ḟinn : "A Ḟianna Éireann," ar sé, "is iongnaḋ liom féin a faid atáid an laoċraḋ do ċuaiḋ do taḃairt sgéala Ḟinn agus na Féinne ċugainn, agus raċad féin i n-a ndiaiḋ."

Gluais sé féin agus các i n-éinfeaċt leis go gcual-adar gáir an ċata ag an áṫ. Do broscuiġeadar d'fortaċt a muinntire. Ó do ċonnairc Fionn agus Goll go n-a raiḃ de'n ḃFéinn i n-a ḃfoċair Oisín ag dul san gcaṫ, do ṁéaduiġ uaill agus meanma iad go ndeaċadar dá roċtain, gur cuireaḋ caṫ ainṁín eatorta, gan fios dóiḃ cia aca díoḃ do b' arraċtaiġe.

Ṫarla Goll glac-láidir mac Móirne agus Borb mac Sinnsir na gCaṫ re ċéile, agus rinneadar gliaḋ tréimse ḟada nó gur luaṫuiġ Goll a láṁ san iorġail sin, agus do ṫug béim ḃasgaiṫeaċ ḃáis do ṁac Ríoġ an Doṁain, agus do sgar a ċeann le n-a ċolainn. Maoiḋeaḋ an caṫ ar na hallṁuraċaiḃ, go naċ ndeaċaiḋ aiḋid ḋíoḃ beo ó láṫair an ċaṫa.

Ar gclos i mBruiḋin an Oileáin na mór-éaċt soin do ṫógadar gárṫa troma géar-ċaointe, agus faoiḋ ḟada ḟíor-ṫruaiġe ós árd ag caoineaḋ mic Ríoġ an Doṁain. Éiriġeas Rí an Doṁain féin amaċ iar soin, agus líon a ṡluaiġ agus a ṡoċraide i n-a ṫimċeall, go ndubairt le n-a ṁuinntir a gcáirde do ḋíoġail ar an bḞéinn. Ṫógadar faoḃar a n-arm ós a gcionn, go ndeaċadar ċum an áṫa, agus cuireaḋ caṫ ainṁín aṫ-ġarḃ eatorṫa féin agus an beagán d'uaisliḃ na Féinne do ḃí rómpa.

38. Is annsoin d'éiriġeadar Fianna Éireann, agus do ċuireadar iad féin i n-orduġaḋ caṫa agus cruaiḋ-ċoṁraic, .i. Clanna beo-ċliste Baoisgne i n-ur-tosaċ an ċéad ċaṫa, agus Clanna meara míleaḋta mór-calma Móirne i dtosaċ an dara caṫa, agus Clanna cróḋa cosgaraċa mic an Smól i dtosaċ an treas ċaṫa, agus Clanna niṁneaċa neaṁ-eaglaċa Neaṁain i dtosaċ an ċeaṫramaḋ ċaṫa. Do ḃí brata meiḋreaċa maoṫ-ṡróill i láṁaiḃ na laoċ lán-ċalma, agus cinnbearta caoṁ-áille cloċ-ḃuaḋaċa ar ċeannaiḃ na gcuraḋ, agus sgiaṫa sgiaṁ-áille ar ríġ-laoċaiḃ agus ar ríġ-ċuaradaiḃ; agus claiḋeaṁ trom toirt-ḃuilleaċ ar ṫaoiḃ ċlí gaċ

caṫṁíliḋ ; agus craoiseaċ ċrann-ríġin ċró-ḟairsing go brioċtaiḃ niṁe i ndeas-láṁaiḃ na ndeaġ-ḟear i n-oirċill áġa agus átais do ḋéanaṁ.

Is mairg, trá na bioḋḃaiḋe ċum a dtángadar na sár-laoċraiḋe siuḃlaċa fíor-ḃeoḋa soin, .i. an dream nár turnaḋ agus nár traoċaḋ i gcaṫaiḃ ná i gcoṁlannaiḃ riaṁ. Do ḃrúċtadar na caṫa ceaċtarḋa soin i gceann a ċéile, agus do ċaiṫ siad frasa faoḃraċa dá n-armaiḃ diuḃraicṫe ria a ċéile go ndeaċadar i muinġin a gclaiḋeaṁ gcolg-ḋíreaċ gclais-leaṫan, gur ṁór-áiḋḃéil re a ḟáisnéis an leadraḋ agus an lán-sgeiṁleaḋ ṫug các for a ċéile.

Ba truaġaṁail tuarasgḃáil an ċaṫa an tan soin, óir ro ba iomḋa inċinn, aḃaċ, agus ionnaṫar ar ċosaiḃ lán-láidre laoċ. Ro ba iomḋa ann fós bruinne baoṫ-ḋearg agus corp go ciorrḃuiġṫe, laoċraḋ go leointe, agus míleaḋ go mór-ċréaċtaċ, láṁa go leaṫta, agus béal ar n-a ġlas-ḃánuġaḋ.

39. Brostuiġeas Fionn, an flaiṫ Féinne, a laoċraḋ féin ins an gcruaiḋ-ċoṁrac soin, gur ċorruiġ méad meanman i n-a ṁíleaḋaiḃ, agus loinne lán-ḋásaċtaċ i n-a laoċraḋaiḃ, agus fioċ friṫir niṁneaċ i n-a ḟlaṫaiḃ, ionnus gur gad um gaiṁiṁ dul i ngleic coṁraic le Fiannaiḃ Éireann an tan soin, nó gur tanuiġeaḋ go tiuġ an sluaġ allṁuraċ leo. An tráṫ do ċonnairc Osgar mac Oisín meirge agus mór-ḃrataċ Ríoġ an Doṁain i n-a ṡeasaṁ gan cloḋ, agus an cró coṁ-ḋaingean caṫa do ḃí timċeall air dá anacal ar armaiḃ a náṁad, ionnsuiġeas é mar leoṁan ar lán-ṁire, agus

comṁraiceas féin agus Rí an Doṁain le céile, go mórḋálaċ mearċalma, go dtug gaċ fear díoḃ caogad cneaḋ agus créaċt ar a ċéile, gur árduiġ uaill agus aigneaḋ Osgair ṁic Oisín, go dtug buille borb-neartṁar báis do Ríġ an Doṁain, agus do sgar a ċeann le n-a ċolainn. Agus iar soin maḋmaḋ ar na hallṁuraċaiḃ, go naċ ndeaċaiḋ eolaċ beo as díoḃ, aċt beagán do ċuaiḋ i muinġin a mór-reata d'ionnsaiḋe a long.

40. Gonaḋ í sin críoċ Ḃruiḋne Caortainn go nuiġe sin.



# Gluais

The title of the tale in most of the MSS. is "Bruiḋean Ċaorṫainn," some of them, however, prefixing the article: "An Ḃruiḋean Ċaorṫainn." It may be rendered "The Quicken-Tree Palace."

**1,** 1 Árd-rí uasal oirḋearc do ġaḃ: the noun is emphasised by being given the prominent position in the sentence, and a striking and dramatic opening is secured. The student ought to classify the various idiomatic uses of gaḃaim which occur in the text. The following are examples :—Gaḃ flaiṫeas agus forlámas, 1, 1 (assumed authority and suzerainty); ġaḃadar a dtreallṁa . . . umpa, 4, 1 (donned their equipments); ġaḃadar le seolaḋ na gaoiṫe . . . ar . . . 2, 10 (launched forth with the . . . breeze favouring them on . . .); do gaḃaḋ leat, 13, 46 (that you went); ġaḃadar cuan agus calaḋport, 2, 21 (took harbour); gaḃas confaḋ caṫa iad, 5, 2 (battle-fury seizes them); ġaḃ de ḃéimeannaiḃ . . . i n-a náṁaid 5, 11 (belaboured his enemy with . . . blows); ġaḃ buiḋeaċas le, 8, 21 (returned thanks to); le'r ġaḃ an ríġ-ṫeaċ, 13, 6 (which the royal house has obtained); gaḃaim ar son mo ṡaoġail, 20, 7 (I heave [it, a sigh] for my life); gaḃaiḋ meanma . . . ċugaiḃ, 21, 7 (take courage).

3 Do comóraḋ leis an ríġ sin: le intorducing the agent is common in literary usage down to the present day, though almost obsolete in the spoken language. Instances from the text are:—ṫuit . . . le Luġaiḋ, 1, 26 ( . . . fell by [the hand of] Lughaidh); do comóraḋ sealg . . . le Fionn agus le Fiannaiḃ Éireann, 11, 1 (a hunting match . . . was convened by Fionn and the Fianna Eireann); do gaḃaḋ leat, 13, 46 (that you went): naċ dtuigfiḋe leat é, 14, 4 (that you would

not understand it) ; ná marḃṫar leat é, 29, 41 (slay him not) ; do díṫeannaḋ . . . . leis, 29, 46 (was beheaded by him) ; tanuiġeaḋ . . . an sluaġ leo, 38, 6 (the host was thinned . . . by them) ; níor forasaḋ leis, 27, 8 (he made no pause). Most of these verb forms are obviously true passives rather than "autonomous" forms.

4 Aon de laeṫiḃ : "One day." Good seanchaidhthe still preserve the form.

8 Ar mbeiṫ i n-ionad aon ḃuiḋne ḋóiḃ : "as soon as they were assembled" (*lit.* in the place of one company). Ar eclipsing represents iar, after.

9 De ġuṫ árd-ṁór ṡolus-ġlan : "in a loud ringing voice."

19 Atá : atá in this *introductory* use has the force of "it is as follows," "here is how the matter stands," etc. One might translate "Thus it is," quoth he : "I am dubbed King of the Isles, whereas all the isles are not in my possession."

23 Éire iaṫ-ġlas oileánaċ : "the emerald isle of Eire," *lit.* insular Eire of the green territories.

35 Dá hargain agus dá cur . . . do ġlacaḋ mo ċíosa . . . d'ḟaġáil braiġead : instances of the *final* of do (denoting a person). In the latter two cases modern colloquial usage would prefer ag with the verbal noun, or else a final conjunction (ċum, ionnus go, etc.), with the conditional of the verb.

**3,** 1 Tigid : an historic present. There are numerous other examples in the text.

16 Fearas ; 17, innseas. Instances of the rel. pres. used as an historic pres. ; cf. gaḃas (5, 2 ; 6, 5) ; beannuiġeas (12, 8) ; foċtas (12, 10), etc., etc.

**4,** 7 le aroile : one of the few archaisms embedded in the text. The most important of these are : (1) the use of re, and the "prepositional pronouns" from it, as in re coṁall (1, 40) ; ris a ráiḋtear (11, 3, etc.) ; maille ris (11, 18) ; mar aon riú (33, 8) ; maille riú (36, 2), etc. ; (2) the retention of ro in ro ba (36, 21 ; 37, 27) ; (3) the Mid I. pres. tense forms loisg, airg (13, 5, on which see note) ; (4) the Early Mod. I. fut., go mbiaiḋ (24, 15) ; (5) the preterite tugsad (34, 1) ; (6) the obs. rel. noċ (13, 14) ; (7) the neg. partic. noċa (13, 16) ; (8) the use of go naċ ; (9) such isolated forms as le aroile (4, 7), for a ċéile (37, 24), feaċt i n-aon (11, 1).

8 Go dtugadar glún le gliaḋ agus troiġ le taca agus aġaiḋ le hiomġoin : a " run " in which the sound is more important than the sense.

5, 11 D'éiriġ mire meanman . . . do Ríġ Loċlann : " wild courage and noble spirit were kindled in the King of Lochlainn." Note the preposition used after d'éiriġ.

6, 2 Do ċaṫuġaḋ an ċaṫa : another instance of the *final* use of do.

11 Go naċ : we should now omit go, but go naċ is common in early modern Irish : cf. go naċ fríṫ, Trí B.-G., 3, 5. The instances in the text are frequent.

11, 1 Feaċt n-aon : " once." The n shows that feaċt is an old neuter. There is reason to believe that feaċt n-aon and feaċt n-ann, both represent the older feċt n-aill, *another* time.

12, 14 Fear dána : Fionn puns on the double meaning of the words.

13, 3 Do ċonnarc, etc. : this and the other ranns in this section are in a somewhat lame Ogláchas of Deibhidhe. Each quatrain contains the correct number of syllables (seven), and the Comhardadh (correspondence or Irish Rhyme) is, on the whole, good. There is, however, little Uaim (Alliteration), Uaithne (Union), or Amus (Internal Correspondence). The most marked deflection from the true Deibhidhe type is, of course, the absence of Ard-Rinn (Major Termination) in the first quatrain of each rann. Deibhidhe requires the last word of the second line of each couplet to be a syllable longer than the last word of the first line,—the last word of the first line being called Rinn (Minor Termination), and that of the second line Ard-Rinn (Major Termination). This is obviously not observed in the first couplet of any of the ranns, but it is observed in the second couplet in each case (creaċ, ríġ-ṫeaċ ; bruiṫte, ġarḃ-ċluiċe ; tuaṫ, ró-luaṫ ; slat, ċonnarc).

5 Loisg, airg : these forms of the present tense (regular in Mid. I. after particles) survive in Early Modern Irish poetry. *Cf.* " naċ gaḃ," in the rann quoted by Ceitinn (Trí B.-G., p. 219) :—

Truaġ, a ḃáis, do neart
naċ gaḃ ceart ná cóir,
mar ċuirtear fád' smaċt
ríoġraiḋ na n-at n-óir.

Our couplet may be translated : "Fire burns it not, foray ravages it not,—fair is the good fortune which the royal house has obtained."

14 Noċ : an obsolete relative pronoun.

16 Noċa : the negative particle which survives in the Ulster and Scottish ċa.

41 Do ċonnarc, ⁊c. : literally, "I saw a troop victorious around which multitudes were wont to arise ; whatsoever eager (ardent, peevish) one I saw (was) a key of yew and a key of rods." The last couplet is somewhat obscure, even in the light of Fionn's interpretation.

47 Beaċa beaga, etc. ; this is a charming description of the activity of a colony of bees.

**15,** 12 Fá tír, fá'n uisge : "*on* land," "*on* the water."

**16,** 1 Do ċaiṫeaṁ na fleiḋe : do final.

8 Go naċ ndeaċaḋ : present subjunct.

**17,** 2 D'ḟeicsin cumṫa, ⁊c. : do final.

**19,** 4 Go ndeaċam : 1st plural, present subjunct.

**21,** 1 Ar gclos, ⁊c. : this whole passage is very fine.

**22,** 6 Do ṫabairt sgéala uaiḋ : do final.

13 Is maiṫ atáṫar ag an luċt, ⁊c. : "it stands well with," etc. : a finely diomatic use of the "autonomous" form of atá.

35 Go mbeiriḋ : note that the subjunct. is used.

38 D'ḟios : "to reconnaitre ;" do final.

39 Ceileaḃras : relative present as historical.

**23,** 4 Gluaiseas : relative present as historical.

9 An duine tú : this and all the subsequent dialogues are strikingly terse and dramatic.

15 Go dtugam : 1st, plural, present subjunct.

**24,** 15 Go mbiaiḋ : here we have (not subjunct. but) the early modern 3rd singular future.

**25,** 16 Do ṫaisbeáin, etc. : the simple pathos of this passage is very effective.

**26,** 32 "Beir buaiḋ agus beannaċt," etc. : Fionn's affection for his sons and foster-sons, and the affection of these one for another, are strongly emphasised throughout the tale, which gives a delightful picture of heroic friendship and comradeship.

**27,** 3 D'ḟéaċain : do final.

**28,** 7 An t-aon duine is beadaiḋe : Conan's appetite and whimsicalities are the main resource of the Ossianic story-teller for his comic relief.

29, 18 "Cluinim," ar Diarmaid, etc. : the picture of the two warriors pausing to listen to the battle is finely imagined.

33 Cuireas : relative present as historical.

34 Tug roġa urċar do Ṁíoḋaċ : note the preposition.

30, 22 Dá n-imṫiġeaḋ : note that the subjunct. is here preferred to the conditional.

35 Corn fá ḋiġ : note this use of fá.

31, 4 Go ndeaċainn-se : present subjunct.

33, 7 Gluaisid : historic present.

8 Mar aon riú : see note on 4, 7.

34, 1 Tugsad : see note on 4, 7.

17 Téid : a 3rd singular present ; common in early modern period and surviving in Ulster and Scottish vernacular.

35, 7 Téid : 3rd plural present.

21 Gonaḋ de sin do lean an forainm, etc. : this is a stock incident in the Ossianic tales. Every seanchaidhe felt called upon to offer an explanation of Conan's *soubriquet*.

25 Ní buḋ : the future of is.

36, 2 Maille riú : see note on 4, 7.

5 Do ḋíoġail ; do final.

12 Do ṫabairt sgéala ; do final.

16 D'ḟortaċt a muinntire : do final.

37, 24 For a céile : see note on 4, 7.

26 27 Ro ba : see note on 4, 7.

38, 5 Gad um ġainim : a proverbial expression, denoting the impossible. A Connemara riddle is :

"Tóigfinn in mo ġlaic é.
Is ní ċuirfeaḋ an rí gad air"—

the answer, of course, being "gaineaṁ."

Tanuiġeaḋ go tiuġ : an instance of the figure *oxymoron*.

# Ainmneaċa Áiteann

---

Alṁa, -an, f., the Hill of Allen, five miles north of the town of Kildare, where Fionn had his chief residence and the Fianna their headquarters.

Beirḃe Loċlannaċ (Beirḃe, *gs. id., f.*) the Irish seanchaidhe's name for the capital of Lochlainn or Scandinavia. An Laoideach has idfntified it with Bergen (O. Norse Björgvin, Mid. Eng. Berwyn).

Bóinn, -e, *f.*, the Boyne.

Bruiḋeann Ċaorṫainn, our text book does not particularise as to the situation of Bruidhean Chaorthainn, but it was evidently adjacent to Cnoc Fírinne. From what "oileán" does "Bruidheann an Oileáin" take its name? The seanchaidhe may have had in view one of the islands in the Fergus estuary, though these seem too far away.

Bruġ na Bóinne, the fairy palace of Aonghus Óg (identified with Broadboyne, near Stackallen), on the north bank of the Boyne, below Slane.

Caonraiġe, *gs. id.*, f., now the barony of Kenry, in Co. Limerick, on the south bank of the Shannon, below the city.

Cnoc Fírinne Ó gConaill, *see s. v.* Tulaċ an Ḟoirġleanna.

Connaċta, g. -aċt (a *pl.* form, being in reality a tribe name), Connacht, the men of Connacht.

Críoċ Ċonnaill Ġaḃra, *see s. v.* Triuċa ċéad Ḟear Morc.

Dún Ċeitleann, the dún of Ceitleann Chraos-Fhiachlach, wife of Balor "on the north side of Magh Tuireadh," says our text.

Éire, gs. -ann, *f.*, Eire, Ireland.

Inse Tuile, the Island of Thule ("Ultima Thule"), usually identified with Iceland.

Laiġin, g. -ġean (a *pl.* form), Leinster, the Leinstermen.

Loċlainn, g. -ann (a *pl.* form), Lochlainn, Scandinavia.

Maġ Tuireaḋ: this is the northern Magh Tuireadh ("Magh Tuireadh na bhFómhórach"), in the parish of Kilmactranny and barony of Tirerrill, Co. Sligo. Here, according to legend, Balor Béimneach (claimed as the ancestor of Colgán, King of Lochlainn, in our story), gave battle to the Tuatha Dé Danann on the eve of Samhain, A.M. 3330. Our text (1) places Balor's death a year earlier, but in this it diverges from the main stream of authority. The Tuatha Dé Danann

were victorious, Balor falling with the great bulk of his Fomorians. The date and names traditionally associated with this second battle of Magh Tuireadh may be fanciful, but the sepulchral monuments which dot the site to the present day are proof sufficient that a great battle was fought there at some remote period.

Sionainn, -e, *f.*, the Shannon.

Teamhair, -mhrach, *f.*, Teamhair, Tara, the seat of the Irish árd-rioghacht, in the present barony of Skreen, Co. Meath.

Triúcha céad Fear Morc, "ris a ráidhtear Críoch Chonaill Gabhra an tan so," the baronies of Upper and Lower Connello, Co. Limerick.

Triúcha céad na nOileán, the present barony of Islands, in Co. Clare, including the Fergus estuary with its *islands*, whence the name.

Tulach an Fhoirgleanna, "ris a ráidhtear Cnoc Fírinne ó gConaill," the Hillock of the Great Glen, more familiar under its modern name, Cnoc Fírinne (Knockfierna); one of the famous fairy hills of Ireland, near Croom, Co. Limerick, where it is conspicuous in the landscape.

Ulaidh, *gs*, -adh (a *pl.* form), Ulster, the Ultonians.

---

# Ainmneaċa Pearsan

---

Ag, *see s. v.* Nimh.

Aitis, *see s. v.* Nimh.

Aodh Beag mac Finn, a member of the Fianna; son of Fionn by Bearrach Bhreac, daughter of Cas Cuailgne, King of Ulster, according to one version, or, according to another version, by Aine, daughter of Modharn, King of Alba.

Aongus mac Breasail Beola, described in our text as chief Féinnidh of Connacht, but elsewhere as one of the chiefs of the Leinster Fianna.

Aongus Óg mac an Daghda: wisest, most gracious, and best beloved of the Dé Danann demi-gods: the Irish Eros.

Balar ua Néid, the formidable Balor Béimneach ("Balor of the Blows"), the chief protagonist of the Fomorian incursions; he was slain by Lughaidh Lamh-Fhada at the battle of North Magh Tuireadh: (on which see note).

Borb mac Sinnsir na gCaṫ, the son of the King of the World in our tale.

Breas mac Baloir (Breas=" mighty"; as *noun*, "a prince,") Breas, the son of Balor; represented in our tale as leader of the Fomorians at the Battle of North Magh Tuireadh, at which he fell.

Caoilte mac Rónáin (more fully Caoilte mac Crunnċon [also Crannċair] ṁic Rónáin), nephew of Fionn, and the "Giolla Turais," or runner of the Fianna. "Caol-Chosach," the graceful, is his soubriquet.

Ceitleann Ċraos-ḟiaclaċ (Ceitleann "the Ravening"), wife of Balor; she fell at North Magh Tuireadh.

Colgán Cruaiḋ-armaċ, "Colgan of the Hard Weapons," King of Lochlainn; this Scandinavian monarch with a Gaelic name is, needless to say, unknown to history.

Conán mac an Léiṫ Luaċra, Conan son of the Grey Man of Luachair, a member of the Fianna (to be distinguished from Conán Maol). The Luachair in question is doubtless Sliabh Luachra in Kerry.

Conán Maol mac Móirne: the Bricriu of the Fianna.

Conn Céad-Ċaṫaċ, Conn the Hundred-Fighter, father of Art the Lonely, and grandfather of Cormac; said to have reigned from 123 to 158 A.D. He divided Ireland with Eoghan Mór or Mogha Nuadhat, thus giving us "Leath Chuinn" and "Leath Mhogha,"—the most permanent and significant division in Irish history.

Cormac mac Airt ṁic Ċuinn Ċéad-Ċaṫaiġ, the most famous of the kings of Pagan Ireland: he is said to have commenced his reign in 254 A.D., and to have died in 277 A.D. The tract *Tegusc Righ* (preserved in the Books of Leinster and Ballymote) is attributed to him, and the lost Psalter of Tara is said to have been compiled under his direction. The Fianna flourished in his reign, and he became in old age the father-in-law of Fionn.

Cos-luaṫ Céad-ġoineaċ ("Swift-Foot the Hundred-Wounder"), a member of the Fianna.

Daġda (an), the "Good Fire": King of the Irish Valhalla.

Daolġus, one of the chiefs of the Fianna of Leinster.

Daṫċaoin (daṫċaoin=the beautiful complexioned) Dian, mac Loġa, Láiṁ-Deirg, a member of the Fianna: his son Sgiath-Bhreac, was shield-bearer to Fionn.

Dathchaoin Tréan, father of Colgán Cruaidh-Armach, King of Lochlainn.

Diarmaid Ó Duibhne ("Diarmaid Déad-Gheal Dreac-Sholuis" and "Diarmaid na mBan" are his familiar soubriquets), "the best lover of women amongst the Fianna of Eire," sfcond only to Osgar in bravery, and one of the most attractive and human figures in the cycle. He was a Leinsterman, though represented by late Munster traditions as a native of Kerry.

Faolán mac Aodha Bhig, a member of the Fianna; son of Aodh Beag, and therefore a grandson of Fionn.

Fatha Canann (also Fothaidh Canainne, Fátha Chonán, etc.), mac mic Con, a member of the Fianna; a daughter of his was one of Fionn's spouses.

Fiachna mac Finn, a son of Fionn's and a member of the Fianna.

Fianna Éireann, an historic companionship said to have existed in Ireland in the second and third centuries, A.D. Cumhall, and his more famous son, Fionn, were its most renowned commanders. It was divided into four clanns or territorial sections, *viz.*,—Clanna Baoisgne (the Fiann of Leinster), led by the house of Cumhall; Clanna Móirne or Mórna (the Fiann of Connacht), led by the house of Goll; Clanna Neamhain or Neamhnann; and Clanna Smóil or Mhic an Smóil. The full muster of the Fianna (including the companions of Féinnidhthe proper and their men-at-arms) was fourteen battalions, of which seven belonged to the reserve and seven to the Gnáth-Fhiann or standing Fiann. There were three thousand men to a battalion.

Fionn mac Cumhaill :his full pedigree is Fionn mac Cumhaill mhic Airt mhic Thréanmhóir uí Bhaoisgne), commander-in-chief of the Fianna and the central figure in the Second Irish Heroic Cycle. The Annals of Tighearnach, of the Four Masters, and of Inisfallen, record that he was killed by a fisherman at Athbrea on the Boyne, A.D. 284. A war has raged over the question of his authenticity as an historical character, one camp of critics regarding him as a solar-myth, and the other accepting the Fionn legend as embodying at least a nucleus of actual history.

Glas mac Aon-Chearda Béarra, a member of the Fianna; generally mentioned in conjunction with his two brothers, Géar or Gearr and Gabha, sons of Aon-Chearda Béarra.

Goll mac Móirne, leader of the Clanna Móirne or Fianna of Connacht; Fionn's predecessor in the Rígh-Fhéinnidheacht and one of the noblest figures in the cycle.

Iarann, a daughter (but according to other versions a sister) of Balor.

Inse ṁac Suiḃne Seilge, a member of the Fianna, and a foster-son of Fionn's.

Lughaidh Láṁ-ḟada, the Irish sun-god ; son of Cian, a chief of the Tuatha Dé Danann, by Ethleann, daughter of Balor the Fomorian' He organised the Tuatha Dé Danann against the Fomorians and defeated the latter at the battle of North Magh Tuireadh, slaying Balor, his grandfather. " Ioldánach," the Man of many Arts, is one of his epithets.

Míoḋaċ mac Colgáin, son of the King of Lochlainn, and the " villain " of our tale.

Niṁ (" Venom "), Ág (" Valour "), and Aiṫis (" Abuse "), the three wizard-kings of Inse Tuile, *q.v.*

Oisín (the name is a diminutive of os, " fawn,"), son of Fionn ; represented in all the tales of the cycle as gentle and contemplative, the friend of righteous causes. (It is a mistake to imagine that Oisín was the bard *par excellence* of the Fianna : all the Fianna are represented as masters of the bardic art, but the official poets of the companionship were Fearghus Finnbhéil and Dáire Duanach).

Osgar, son of Oisin, and grandson of Fionn : the bravest of the Fianna, amongst whom he may be compared to Cúchulainn in the Ulster cycle and to Achilles in Gree epic.

Raċa, one of the chiefs of the Fianna of Leinster.

Rí an Doṁain, *see s.v.* Sinnsear na gCaṫ.

Sinnsear na gCaṫ. Sinnsear (" elder," " chief," of the Battles, the name of the King of the World in our tale, hailing from Greece. This shadowy personage constantly figures in Irish sgéalaidheacht, and perhaps represents the Roman Emperor.

Slánaċ, a daughter (but according to other versions a sister) of Balor.

Tuaṫa Dé Danann, the race of dmi-gods who, according to tradition, were in possession of Ireland at the date of the Milesian invasion. After their defeat they retired into the interior of the hills where they are represented as still reigning.

